J. Smye
from Dr Mason
4744 ...12.

# AN LEABARÁN GLAS

No

Ceaċtanna fóṫuigriona

Ar

# STAIR EAGLUISE

Na

h-Ēirean̄.

King (Robert) Diocesan Curate, Armagh.
K

Ceaċtanna Sōċuigsiona

Air

# STAIR EAGLUISE NA h-ÉIRIONN,

Cum úsaide tosuiġṫeóiriḋe.

Scríoḃṫa le
RIOBARD UA CIONGA, A.B.
Úġdar Uraiceaċḋa staire
Eagluise na h-Éirionn.

Áṫ-cliaṫ:
Ar na ċur a g-clóḋ le Gúḋṁain agus
a ċuideaċt, ag uiṁir 79, a
sraid Marlboraiġ.

1850.

# Fuagra.

Do léiġṫeóir ar biṫ aga b-fuil dúil eólus níos mó d-fáġail fa na neiṫe ar a d-tráċtamaoid annso, b'féidir go b-fuiġ-fear an níḋ tá riaċdanaċ dó annsa "Leaḃar beag Dearg" staire eaglise na h-Éirionn, (curṫa a g-clóḋ a n-Áṫ-cliaṫ, le Eoin Mac Lairean) obair saor úsáideaċ, ioñ a g-curṫar síos mórán do neiṫib eile baineas leis an stair ċéadna, lé'r b-féidir a iñtiñ a sásaḋ na d-taob sin.

Aċt do'n luċt lé'r mian leaḃar níos mó ná sin do léiġeaḋ air stair an n-Eaglaise Éirioñaiġ, tá obair eile le fáġail, scríob-ṫa ris an úġdar g-céadna, bias na aṫ-coimire níos sasṁuire dóib, mur atá, "Uraiceaċd Staire Eaglaise na h-Éir-ioñ," a n-da imleaḃar, ioña n-géabaid an léiġṫeóir mar an g-céadna anmanna na g-céud úġdar noċ do scríob san t-sean-aimsir ar gaċ níḋ da g-curṫar síos aṅso.

# Stair Eagluise na h-Éirionn.

## An ċéad ċaibidil.

### Ó ċruṫuġaḋ an doṁain go gairm Abraham.

Do ṫosuiġ cruṫuġaḋ an ċine daoña ar an t-saoġal, do réir an áiriṁ ċoitċiñe, ċeiṫre míle agus ċeiṫre bliaḋna sul a ruġaḋ ár d-Tiġearna agus ár Slánuiġ-ṫeóir Iosa Críosd. Do goireaḋ Adaṁ do'n ċéad ḟear, agus tugaḋ Euḃa d'ainm ar a ṁnaoi. Agus ba h-iad an ḃeirt seo céad-túismiġṫeóiriḋe an ċine daoña.

Ba ṁó ná míle agus cúig céad bliaḋain na ḋiaiġ so no go d-táinic an díle ar an d-talaṁ ar son na g-coirṫe do rinneadar na daoine. Agus le h-uisgiḋiḃ na díleaña, dá ṁíle, trí céad, agus naoi m-bliaḋna agus dá ḟiċċid roiṁ ḃreiṫ Críosd, do báṫaḋ an ṁéid d'áitreaḃ ar an doṁan, áċt ocdar; mur atá, Nóaċ, agus a ṫriúr mac, Sem, Ham, agus Seaṗat, agus a g-ceaṫrar ban, noċ, tré ṫrócaire Dé, do cúṁdaiġeaḋ beó san airc.

A g-ceañ beagáin aimsire, do ṁéudaiġ a sliocṫsan go mór: acṫ do ṫionsgnadar san am g-céadna air beiṫ na b-peacaċaiḃ ro ṁora, ag tréigin an Dé ḟírinniġ, ag déanaṁ seirbíse agus aḋarṫa d'íoṁaiġiḃ balḃa, agus ag gnaṫuġaḋ gaċ uile ṡoirt saoiḃ-ċraḃaiḋ agus éigceirt.

An tan do ḃí an doṁan uile annsa staid seo, dob é toil Dé Uile-ċuṁaċdaiġ aon ṁuinntir aṁáin do ṫoġaḋ amaċ as an t-saoġal, ċum iad a ḃeiṫ na b-pobal aige féin, agus ċum eólus agus taṫuiġe do ḃeiṫ aca ar an g-creideaṁ ḟíriñeaċ.

Dob é Abraham príoṁ-aṫair an ṗobail seo. A g-cean míle, naoi g-céad, aon bliaḋain agus fiċe roiṁ ḃreiṫ Ċríosd, do ġoir Dia é óna luċt ġaoil, do ċaiṫidís a m-beaṫa a n-dorċadas ⁊ a n-ioḋalaḋraḋ, ċum é féin do leanṁuin agus seirbís do ḋéanaṁ ḋó a d-tír eile.

Agus do ġeall Dia mórán tioḋlaicṫe agus beannaċd d-Abraham agus d'a ṡliocṫ na ḋiaiġ. Acṫ ba é an ġeallaḋ dob ḟearr ḋíoḃ so uile, gurab ó na ṡíolsan do ḃí Críosd, Slánuiġṫeóir an ċine daoña, lé teaċt ċum an t-saoġail. Agus do ċreid Abraham briaṫar an Tíġearna maille lé dóċċas laidir, agus do ṁeas Dia an creideaṁ sin dó ċum fíreantaċda. Agus do goireaḋ "Aṫair na g-creidṁeaċ" ḋe, agus "caraḋ an Tíġearna."

Agus do ġein Abraham Isaac: agus do ġein Isaac Jacob, da d-tug Dia mar an g-céadna Israel d'ainm air. Agus dob é Jacob aṫair an dá ṗatriarc déug, ó a d-táinic an dá ṫreiḃ déug Israel.

---

## An dara caibidil.

### Do ḟocruġaḋ na n-Júdaiġeaċ a g-Canaan, ⁊c.

Dona h-Israelitiḃ seo, (nó Júdaiġiḃ, mur goirṫear d'a sliocht anois go coitċeañ) do ġeall Dia go d-tiubraḋ sé an talaṁ saiḋbir torrṫaċ Canaain dóiḃ le sealḃuġaḋ. Aċt sul do cóiṁlionaḋ an ġeallaṁuin seo, dob éigin dóiḃ teiṫeaṁ ó n-gorta do bí annsa tír an t-am sin, agus ṫriall go h-Eigipt, agus ḟocruġaḋ annsin. Agus a g-cioñ beagain aimsire tar éis so, do fuair luċt na h-Eigipte cúṁaċt ṁór ós a g-cioñ, ionnus gur ċuireadar faoi ḋaoirse ṫruim iad; ag cur d-fiaċaiḃ orra saoṫar dóċaṁlaċ do ḋéanaṁ a g-ceirdiḃ uirísle, agus ag riaġluġaḋ ós a g-cionn maille le mioṫrócaire ṁór.

Aċt do ċuiṁniġ Dia ar a ġeallaṁuin noċ do riñe sé d-Abraham, agus do ċuir sé a ḟearḃḟóġantuiġṫe Maoise ⁊ Aaron, san aimsir ċinnte, ċum cloiñe Israel do

ṫreóruġaḋ suas as an Eigipt; ag taḃairt cúṁaċta ḋóiḃ san am ċéadna míorḃuille móra do ḋéanaṁ a ḃ-fiaḋnuise Ṗáraoċ, ríġ na h-Eigipte agus a ṁuintire.

Annsa m-bliaḋain míle, ċeiṫre ċéad, aon ḃliaḋain ḋéag agus ċeiṫre fiċċid roiṁ Ċríosd, do ṫreóruiġ Maoise amaċ as an áit sin iad. Leanas Ṗáraoċ iad ré na ṡluaiġṫiḃ uile; aċt do baṫaḋ é féin agus a ṁuintir le míorḃuil ó Ḋia annsa ṁuir ruaḋ.

A g-cionn beagáin aimsire na ḋiaiġ so, do ṫug Ḋia do Ṁaoise na deiċ n-aiṫeanta agus mórán do reaċtaiḃ maiṫe eile ċum teagaisg ċloiñe Israél. Aċt do ḃádar díombuiḋeaċ ar son a ṁaiṫeasa, agus d'a ḃrosduġaḋ a g-cóṁnuiḋe ċum feirge le na neaṁuṁlaċt agus le na glaṁsán.

Tar éis dá ḟiċċid bliaḋain a n-diaiġ iad do ṫeaċt as an Eigipt, d'éag Maoise, agus ġlacas Josua ceañus an ṗobail a na ioñad; noċ do ṫreoruiġ clañ Israel go talaṁ Canáain, agus do ṡocruiġ iad añsa tír sin.

A d-timċeall ċeiṫre ċéad bliaḋain agus caogad iars an am so, do ṫóg an ríġ Solaṁ mac Ḋáiḃi, (an fear ba céillíḋe do'n ċine daoña) le h-orduġaḋ an Tiġearna, teampoll solusda ró óirḋearc Jarúsalaim, noċ do ḃí na iongantus do'n doṁan ar son a ġlóire agus a ṁórḋaċta.

Do bí so míle bliaḋain roiṁ breiṫ Críosd, agus dá ċéud go leiṫ bliaḋain sul ar cur-eaḋ air bun aon ċloċ do'n Róiṁ, noċ do ṫáinic na ḋiaiġ sin ċum beiṫ na caṫair ba áirdcéimiḋe agus ba ṫasgaṁla da raib sa doṁan uile. Dob é an teampoll so Solaiṁ príṁionnad aḋarṫa do Ḋia ag na h-Júdaiġib, ċum a g-cruinnidís fa ṫrí sa m-bliaḋain ó ġaċ uile áird iona g-cóṁnuiġdis na daoine do bain leis a g-creideaṁsan.

---

## An treas caibidil.

### Mur d'uṁlaiġeadar na h-Júdaiġe dona Rómanaċaib, ⁊c.

Aċt gíḋ go raib na pribléidiġ diaḋa dob ḟearr ag an b-pobal so, naċ raib ag daoinib air biṫ eile, mar atá, focal Dé ċum a léiġte, agus na fáiḋe, na sagairt, agus na Lébitiġ re na d-teagasg, tar a ċeann sin, do ṫionsgnadar a beiṫ ró neaṁaireaċ, ag déanaṁ dearmaid do Ḋia, agus ag tarraing anuas orṫa féin a ḟeirge agus a ḋíoġaltuis. Jonnus go b-fuaireadar a naṁud cuṁaċt mór ós a ccionn, ag déanaṁ ionnsaiġe air a n-dúiṫċe go ró ṁinic, ag creaċaḋ a g-caṫraċ agus a d-teampoill, ag tabairt áir ṁóir ar na

daoiniḃ, agus ag breiṫ leo mórain eile díoḃ fa ḋaoirse neaṁṫrócaireaċ, agus ḋa g-cur a sclaḃuiḋeaċt a d-tíriḃ ċóiṁṫiġeaċa.

Ar an ḋóiġ so, an t-an do rugaḋ ar Slanuiġṫeóir beannuiġṫe, míle, oċt g-céad, agus deiċ m-bliadna ar ḋá ḟiċċid ó ṡoin, do ḃí tír na n-Júdaiġeaċ fa smaċt agus riaġail na Róṁanaċ, aga raiḃ a b-príoṁ-úġdarrás a g-caṫair impireaṁuil na Róṁa sa n-Eadaill, ó a ḃ-fuair siad a n-ainm. Do ḃí na Róṁanaiġ so, iomorro, níos cúṁaċtaiġe ná násúin ar biṫ eile da raiḃ ar an d-talaṁ annsan am sin, agus do ḃí urṁór priṁionuid an doṁain fa na sdiúraiġeaċt. D'ísliġeaḋ Sagsana mar an g-céadna faoi n-a g-cúṁaċt, aċt ar Eirinn, cioñ go raiḃ sí níos sia uaṫa, ní ḋéarnadar a riaṁ ioñsaiġe le na sluaiġṫiḃ. Do ċleaċtaidís a b-priṁriaġlaiġṫeóiriḋe féin do ċur ċum gaċ uile ṫíre a n-impireaċda, cosṁuil leis an árd-ḟlaiṫ a riaġluiġeas anois ós cionn na h-Eirion a n-Aṫ-ċliaṫ, faoi ḃainríoġan Sagsan. Agus ba é Point Píolait, air a laḃarṫar a g-Cré na n-Easbol, an riaġluiġṫeóir Róṁanaċ do ḃí ós cioñ tíre na n-Júdaiġe, an tan do ċeasaḋ ar d-Tiġearna beannuiġṫe ar an g-croiċ.

Do ḃí na Róṁanaiġ annsan am sin ar na daoine ba ḟóġlumṫa agus ba ḋeiġ-ḃeusaiġe da raiḃ le faġail a n-áit air biṫ don

doṁan. Aċt do ḃádar na b-págánaċaiḃ agus na n-ioḋalaḋraiġṫeóiriḋiḃ, gan eólus ar biṫ aca ar an Dia fírinneaċ, mar do ḃí gaċ uile cineaḋ eile san aois g-céadna, aċt pobal ciñte Dé aṁáin, na h-Israel-íticiġ: mar ba h-íad na h-Israelíticiġe so, no Júdaíġiġ, riaṁ ó aimsir Abrahaim, an t-aon eaglus aṁáin Dé air an d-talaṁ, agus an t-aon ċríoċ do fuair radarc agus eólus ar an g-creideaṁ ċeart ameasg na n-daoine.

Aċt do ṫug Críosd, roiṁ a ḋul suas ar neaṁ, orduġaḋ d'a ḋá ḋeisciobal déag, imṫeaċt amaċ faoi an doṁan uile, agus an soisgeul do ḟeanmóruġaḋ ann gaċ uile áit, agus deisciobail do ḋéanaṁ do gaċ uile ċineul daoine do ḃí na g-coṁnuiġe faoi an ġréin. Agus ar an moḋ so, ni raiḃ Eagluis Dé le ḃeiṫ dúnta suas níos faide a n-aon ċine aṁáin, mar na h-Júdaiġe; (cineaḋ naċ raiḃ coṁ-mór le mórán do ċiniḋeaċaiḃ eile d'aitrioḃ an doṁan añsa t-sean-aimsir;) aċt do ḃí a géaga, ó ṡin amaċ, le ḃeiṫ síñte go fairsing mar scáile dídin ós cionn gaċ uile ṫíre, agus ní raiḃ cineul daoine air an doṁan naċ raiḃ le ḃeiṫ rañpáirteaċ ann a ḃeañaċdaiḃ. Ar an áḋḃar sin do goireaḋ an Eagluis Ċatoilice, no ċoitċioñ dí, tiodal nar ḃ-féidir do ṫaḃairt don t-sean Eagluis Júdaiġeaċ.

## An ceaṫraṁaḋ caibidil.

### Ṫraċdas ar ṗríoṁṫúr na h-Eaglaise Catoilice, ⁊c.

Da réir sin, is gearr gur ṫosuiġeadar na h-Easbuil eagluis an Tiġearna do leaṫnuġaḋ annsa t-saoġal, mar d'órdaiġ sé dóiḃ. D'iompuiġ Naoṁ Peadar, lé seanmóir do rinne sé doṁnaċ Cingcíse, trí ṁíle pearsa a n-Iarúsalaim: agus is mar sin do cuireaḋ air bun annsa g-caṫair ċéadna, an ċéad Eagluis Ċríosdaiġe da raiḃ sa doṁan, deiċ la tar éis Críosd do ḋul suas ar neaṁ. Do cuireaḋ eag-luisiḋe ar bun go h-aiṫgearr na ḋiaiġ sin a Samairia, a n-Aintioċ, agus a n-áitiḃ eile a Siria agus a b-Palaistín; a n-Iocónium, a Liosta, a n-Eḟesus, agus a n-iomaḋ d'áitiḃ eile san Asia; agus a ḃ-Ṗilippi, a g-Corint, a n-Aitins, agus a mórán d'aitiḃ eile annsa n-Gréig. Agus níor ḃ-fada gur leaṫnaiġ an sois-geul gus an Róiṁ mar an g-céadna, agus do tógḃaḋ suas eagluis san g-caṫair sin, cóṁ-maiṫ lé gaċ uile áit eile do'n doṁan paganaċ.

A seal aimsire na ḋiaiġ sin, mar ġeall ar an g-cuṁaċt ṁór, agus an ḟairsing-eaċd do ḃí ag impireaċd na Róṁanaċ, agus an taṫuiġe do ḃí gus a b-príoṁ-

ċaṫair, ⁊ na buiḋne móra do ḃí ag teaċt an̄ a g-cóṁnuiḋe ó gaċ uile ċríoċ, do ḟuair cléir na Róiṁe cúṁaċt mór dóiḃ féin ós cionn na n-daoine; agus do ḟuair a n-easbog mórán pribléidiġe agus onóraċa, naċ raiḃ da d-tabairt aċt do ḃeagán d' easbogaiḃ eile do ṗríoṁḃailtiḃ an doṁain.

Aċt an t-an d-aṫruig an t-impire Constantin suiḋeaċan na ríoġaċta, an̄sa g-ceaṫraṁaḋ aois, ó ċaṫair na Róiṁe go Constantionópol, do cuireaḋ ar bun reaċd na diaiġ sin, san g-Ceaṫraṁaḋ Ċóiṁṫionol Ċoitċean̄, (do ḃi cruinniġṫe a g-Cealsaodon, san m-bliaḋain tar éis ḃreiṫ Ċríost ċeiṫre ċéad, aon ḃliaḋain déug agus da ḟiċċid,) go m-biaiḋ oireaḋ onóra agus priḃléidiġ ag Constantionópol ó ṡin amaċ agus do ḃí ag an Róiṁ, mur ġeall ar Constantionópol do ḃeiṫ ainmniġṫe na caṫair ríġeaṁuil anois, mar d'ainmniuġaḋ caṫair na Róiṁe roiṁe sin. Agus o'n am g-céadna do ḟuair easbug Constantionópol tiodal Paitriarca, naċ d-tugṫaiḋe roiṁe sin d-easbog ar biṫ eile, aċt d'easbogaiḃ na Róiṁe, Aileacsaindria, agus Aintioċ, do ḃí na d-trí b-príoṁ-ċaiṫreaċaiḃ an doṁain annsna h-aoisiḃ sin.

## An cúigeaḋ caibidil.

### Dona Paitriarcaiḃ agus da ron̄aiḃ.

Agus fós do tugṫaiḋe an tiodal Paitriarc, iar an am seo ar a laḃramaoid, d'easbog Iarúsalaim mar an g-céadna, mur ġeall ar an ḟóġmór ṁór do ḃí ag na Críosduiġṫiḃ ar feaḋ an t-saoġail faoi ċóṁair na h-eaglaise sin, mar dob í maṫair na h-uile Eaglaise í, agus an áit ion̄ar ṫeagasg, agus ion̄ar ḟaoṫruiġeadar na h-Easbuil uile. Saoiltear fós go m-baḋ é naoṁ Peadar céad easbog Aintioċ; agus go m-ba é naoṁ Marcus céad easbog Aileacsaindria. Agus do seanmóruiġeaḋ an soisgeul sa Róiṁ le naoṁ Pól: agus a deirid dream gur ṫeagasg naoṁ Peadar an̄ mar an g-céadna.

Do ḃí dá ċéad agus dá ḟiċċid easbogóideaċt faoi riaġail easbuig, nó Paitriairc, na Róiṁe, noċ do ḃain le na cúige-sin don eaglais, san Eadáill, agus ann-sna h-oiléanaiḃ do ḃí a-bḟogus dó. Faoi riaġail Paitriairc na h-Aintioċ, dá ċéad agus deiċ ar ḟiċċid easbogóideaċt a Measapotaimia, a n-Arábia, ⁊c. Faoi Paitriarc na h-Aileacsandria céad agus oċt, san Eigipt, agus a n-ion̄adaiḃ eile d'Aifric. Faoi Paṫriarc Constaintio-

nópuil timċioll ċeiṫre ċéad, ann Asia Mionur, Traicia, &c. Agus faoi Paitriarc Jarúsalaim, timċioll caogad easbogoideaċt a b-Palaistin: gan traċt ar ṁíle agus da ċéud easbogóideaċt, naċ raiḃ faoi smaċd air biṫ dona Paitriarcaiḃ so, aċd faoi na n-easbogaiḃ féin a m-Breatain, a n-Eirinn, san ḃ-Frainc, san Eadaill ṫuaiġ, san n-Gréig, sa b-Persia, &c.

'Sna h-aimsiriḃ na ḋiaiġ sin, do ṫosuiġ ainm an ṗapa, noċ do ġnáṫuiġeaḋ roiṁe sin beiṫ da ṫabairt mar ṫiodal ċoitċionn d'easbog na Róiṁe agus d'easbogaiḃ eile mar an g-céadna, gan a ṫabairt níos mó aċt do'n easbog Rómanaċ aṁáin. Agus ar n-gabáil breis ċúṁaċta gaċ lá do'n b-prélaid seo na Róiṁe, agus ar ḃ-faġail cúige a n-diaiġ cúige faoi na ċúṁaċt, do ṁeasaidís mórán do luċt iarṫair na h-Eorpe go m-ba é ceann na h-eaglaise catoilice do réir orḋaiġṫe Dé é. Agus annsan aimsir g-céadna, san áird ṡoir, d'eiriġ Paitriarca Constaintionópuil, do bí na ċeann ar eaglais na roiṁe sin do'n doṁan, ċum céime agus úġdarrais do ṡealbúġaḋ, beagnaċ ba ċosṁuil go h-iomlán leis an b-priṁ-ċeannas do bí ag easbog reaṁraiḋṫe na Róiṁe a g-cúigiḋiḃ iarṫaraċa na h-impireaċda.

## An seiseaḋ caibidil.

### An naoṁ Padruig agus an naoṁ Colum-cille.

Ar g-clos do Ṡelestín, easbog na Róiṁe, san m-bliaḋain d'aois Ċríosd ceiṫre ċéad, agus aon ḃliaḋain déug ar ḟiċid, go raiḃ Criosdaiġṫe a n-Eirinn, do ċuir sé uaḋ duine ċuca, dar ḃ'ainm Pallaidius, ċum ċóṁnuiḋe na measg, agus ċum iad do riaġluġaḋ, agus beiṫ na easbog ós a g-cionn. Acṫ níor ḟan Pallaidius ro ḟada annsa tíre, óir do ḋíḃriġeadar na Paganaiġ, a g-cionn trí seaċtṁuine, as an oilean é, a n-diaiġ trí h-eaglaisiḋe do ṫógḃail faoi na ċúram; agus ċuaiḋ se go h-Albain, agus d'éug sé go h-aiṫġearr na ḋiaiġ sin.

Giḋeaḋ níor ḃ-ḟada gur ṫáinic naoṁ Padruig go h-Eirinn, noċ do ṫionnsgain, annsa m-bliaḋain ceiṫre céad agus dá ḃliaḋain déug ar ḟiċid, an soisgéal do ṡeanmóruġaḋ annso maille le sonus agus gnóṫúġaḋ mór. A deir dream le seanċus gur ab é Selestín do ċuir san obair sin é cóṁmaiṫ le Pallaidius; acṫ ní ḟéidir leo seo do ċruṫuġaḋ ó ṡeanstairiḃ Gaoḋalaċa; agus air an aḋḃar sin, ó naċ d-tugann príoṁúġdair na h-Eirean is sine tuairisg is lúġa, gur ó'n Róiṁ do cuireaḋ naoṁ

Padruig ċum obair an Tiġearna do ḋéanaṁ annsa tírse, ní gan ádbar a ḃreaṫnaiḋ mórán do ḋaoiniḃ ċríona, go ḃ-fuil an sgéul an aġaiḋ na fírinne. Tá eólus aguinn iomorro ó staraiḃ na sean-scríḃneóiriḋe is fearr, gur sa ḃ-Frainc, léis na naoiṁ easbogaiḃ, Gearmanus ⁊ Lúpus, do múnaḋ agus do teagasgaḋ é, sul ar ṫáinic sé ċum na h-Éirionn; agus gur ċaiṫ se mórán bliaḋna leo annsin, ag fóġluim na Scríobtúiriḋe naoṁṫa, agus leaḃar maiṫ eile; agus fós, gur le laṁ easbuig Francaiġ, ar a ainm naċ ḃ-fuil cinnteaċd, do coisreacaḋ é ċum beiṫ na easbog a n-Éirinn. Amator an t-ainm do ṫugaid cuid dona seanúġdaraiḃ do'n easbog sin lé'r coisreacaḋ é; a deir cuid eile go raiḃ sé Amatorecs, Amatus, ⁊c: no féadan sé beiṫ Amandus, Ȧirdeasbog Buirdigeala, sa tír ċéadna, do réir an doctúir fóġlumṫa Lanagan, sa g-ceaṫramaḋ caibidil, ag an oċtmaḋ roinn déug, d'a stair Eaglaise na h-Éirionn.

Dob é naoṁ Padruig an priṁ-gleus ċum urṁóir dona h-Éirionnċaiḃ d'iompóġ ċum an ċreidiṁ Ċríosdaiġe. Do ḃí sé na ḋuine maiṫ ċraiḃṫeaċ, agus ró ḟonnṁar a seirḃís Dé agus ann gaċ uile obair ṁaiṫ. Do ṫóg sé mórán teampoll annsa tír; d'orduiġ sé iomad easbog, sagart, agus deocanaċ, ċum urnaiġe agus neiṫe

eile do ḃain le seirbís diaġa do ḋéanaṁ, agus focal Dé do ḟeanmóruġaḋ ionnta; do ṫóg sé Ardmaċa ċum prím-ionnuid suiḋe na h-eaglaise a n-Eirinn: agus fa ḋeoiġ do ċríoċnuiġ sé a laeṫe a g-condae an Duin, a n-aois ar d-Tíġearna, mar a deir an sgéul is coitċinne, ceiṫre céud, dá ḃliaḋain déug agus ceiṫre fiċid.

Is gairid a n-diaiġ báis Padruig, gur eiriġ suas an naoṁ ró dirdearc Colum-cille, noċ do ruġaḋ a n-Gartan a n-Dún na n-Gall, san m-bliaḋain cúig céad, aon agus fiċid ó ḃreiṫ Críosd. Is é do ċuir air bun an teampoll a n-Doire, agus mórán eile ar feaḋ na h-Eirionn. Annsin do ċuaiḋ sé go h-Albain, agus do ḟean-móir sé an soisgéul do'n ṁuinntir d'aitriḃ ann, dar ḃ'ainm na Picti. Na ḋiaiġ sin, do ḟocruiġ sé a Mainistir Jóna, no J-Coluim-cille, noċ do ṫóg sé annsan oilean don ainm g-céadna, a ḃ-fairge niġear iar imiol na h-Alban. A seal beag aimsire d'eiriġ Colaisde na h-Jóna ċum ḃeiṫ na áit uasal dirdearc ar son eóluis agus foġlama, mur ġeall ar an iomaḋ do ḟearaiḃ uaisle foġlumṫa do tógḃaḋ suas ann. Is annsan, mar an g-céudna, do fuair Colum-cille bás, annsa seaċtṁaḋ bliaḋain ar seaċtṁoġa d'a ḃeaṫa, agus timċioll dá ḃliaḋain déug ar fiċid ó ṫáinic sé go Breatain ṫuaiġ

ċum focail Dé do ḟeanmóraḋ, A.D. cúig céad agus sé bliaḋna déug ar ċeiṫre fiċid. Tugṫar iomorro go coit-ċeann Absdol na b-Picti d'ainm air, mar ġeall ar an n-gnóṫuġaḋ mór do lean a ḟaoṫar amearg na muinntire sin, ar sléibtiḃ na h-Alban.

---

## An seaċtṁaḋ caibidil.

### Ar Ḃreatain agus ar na Sagsonaiḃ.

An dúiṫċe ar a d-tugṫar Sacsan anois, is Ḃreatain tugṫaoi d'ainm uirṫi go coitċionn annsa t-seanaimsir, agus tugṫaoi Ḃreaṫnaiġ ar luċt na tíre. Do h-iompuiġeaḋ ċum an ċreidiṁ Ċríosdaiġe iad luaṫ go leór. A deirṫear gur h-iompuiġeaḋ dream aca san g-céad aois do'n ċreideaṁ sin. Do ḃadar na g-cairdiḃ dílse ag na Críosdaiġṫiḃ Gaoḋalaċa, agus do ċongḃadar suas muinnteardas agus caidreaṁ agus taṫuiġe ṁór leó ar feaḋ mórain aoise.

Aċt annsa g-cúigeaḋ agus annsa seiseaḋ h-aois, d'ionnsaiġeadar na Sacsonaiġ, noċ do ṫainic ó ṫíorṫaiḃ ar an d-taoḃ ṫall do'n ḃ-fairrge, ar an Ḃreatain; agus do ḟealḃuiġeadar an tír uile dóiḃ féin, ag tiomain luċt na Breataine rómpa go Maolas agus go Cornḃail. Agus is óna

Sacsonaiḃ, no h-Anglo-Sacsonaiḃ seo, tugaḋ Sacsain d'ainm ar an d-tír sin. Aċt do ḟoċraiġ mórán dona Gaoiḋealaiḃ na measg, noċ do ḟaoṫruiġ go cruaiḋ ag seanmóir an t-soisgéil dóiḃ; agus do ċuireadar easbuig agus teagasgṫóiriḋe eile na measg mar an g-céadna, ċum a n-diṫċill do ḋéanaṁ le na n-iompóġ ċum an ċreidiṁ Ċríosdaiġe.

Do ċuir fós easbog na Róiṁe, d'ar ḃ'ainm Griġeoir Mór, seanmóntaiḋe uaḋ, ar a d-tugṫaoi Aguistín d'ainm, san m-bliaḋain cúig céad ⁊ sé bliadna déug ar ċeiṫre fiċid d'aois Ċríosd, ċum ḟaoṫruġaḋ na daoine paġánaċa so do ḃí na g-cóṁ-nuiḋe san m-Breatain d'iompóġ ċum an Tiġearna. Agus ar an dóiġ so, an feaḋ do ḃádar na h-Eirionnaiġ ag teagasg cuid dona Sacsonaiḃ annsa g-creideaṁ, do ḃí Aguistín agus a luċt cuidiġṫe ag teagasg cuid eile aca a n-áitiḃ eile don oileán.

Aċt níor réiḋiġeadar an dá ḃuiḋean so, na h-Eirionnaiġ agus na Róṁaaniġ san m-Breatain, go ró ṁaiṫ le céile. Oir do ḃí consóid ġéur eadorra ar feaḋ aimsire imċéin: agus sin go h-áiriġe fá neiṫiḃ gan mórán ḃríġ, mar atá, cia an cuma ba ḟír-ḋliġṫeaċ folt na manaċ do ġearraḋ de na g-ceannaiḃ, (no, tonsur a ḋéanaṁ, mar a deirṫear) agus, cread é an t-am díreaċ ionnar cóir an Ċáisg do

ċongḃáil: mar do airṁiġ na Róṁánaiġ aimsir na féile móire sin ar a slíġe féin, naċar réiḋiġ le baraṁuil nó le gnáṫuġaḋ na m-Breaṫnaċ agus na n-Gaoiḋeal.

---

## An t-oċtṁaḋ caibidil.

### Ar an nós nár b-féidir leis na Gaoiḋġlaiḃ réiḋeaḋ le h-Eaglais na Róiṁe.

Fá'n imreasán so na Casga, agus neiṫiḃ eile de'n t-sórt céadna, do ṫroideadar luċt na Breataine agus na Gaoḋail go searḃ anaġaiḋ eaglaise na Róiṁe ar feaḋ iomad bliaḋna. D-fógradar na Róṁánaiġ amaċ nár Ċatoiliciġe ar biṫ na Breaṫnaiġ agus na Gaoḋail; aċt go raḃadar taoḃ amuiġ do'n eaglais fírinneaċ, agus gan ordaiġṫiḃ dliġṫeaċa canónda do beiṫ ag a g-cléir. Agus fós go raḃadar ag troid go h-amadanta anaġaiḋ an doṁain uile, níḋ naċ raiḃ ceart ná ciall ar biṫ aca a ḋéanaṁ.

Do scríoḃ an Pápa Honóirius litir ċum na n-Gaoḋal a d-taoḃ an ġnoṫuiġe so san m-bliaḋain sé céad agus ceaṫair déug ar ḟiċċid, ionna n-deir sé leo, "Gan smuaineaḋ go raiḃ nios céillíḋe ná'n Ċríosdaiġeaċd uile, dornan beug daoine mar iad féin a n-deireaḋ an doṁain." Agus

a deir naoṁ Cuimmían, duine do ḃí ró ṫasgaṁail ar ṫaoḃ na Róiṁe annsa diospóireaċtsa, a litir do scríoḃ sé timċioll an ama ċéadna, ċum an Abaḋ Segéinius, cóṁarba Coluim-cille a n-Íona, "Naċ scañalaċ an niḋ lé meas go b-fuil eaglais na Róiṁe a n-earraid, go b-fuil Iarúsalaim a n-earraid, go b-fuil Aileacsaindria a n-earraid, go b-fuil Aintioċ a n-earraid, go b-fuil an saoġal fairsing a n-earraid;—gur ab iad na Ḃreaṫnaiġ ⁊ na Gaoiḋeil an t-aon ṗobal aṁáin añsa doṁan ar an g-creideṁ ċeart."

Giḋeaḋ do ḃádar na Gaoiḋeil agus na Ḃreaṫnaiġ cóṁ ciñte leosan añ a m-ba-raṁuil féin, agus fós úrlaṁ go leór ċum eiriciġ do ġairm dona Róṁánaċaiḃ. Agus do ḋiultaiḋís biaḋ do ċaiṫeaṁ añ a g-cuideaċt, no beañuġaḋ ḋoiḃ san m-bealaċ, no ḋul ċum urnaiġe leó, no caidreaṁ ar biṫ do ḃeiṫ aca leó, nios mo ná ḃeiḋeaḋ lé pagánaċaiḃ.

San m-bliaḋain sé céud agus ceaṫáir ar ṫrí fiċċid, do cuireaḋ cóiṁṫionol ar bun ag Stréanscal, no Uitbiġe, san rañ ba ṫuaiġ do Sagsan, ċum na ceañairce so do ḟocruġaḋ, da m-ba ḟéidir é; ionñar ċosain naoṁ Colman, easbog an ċúige sin, gnáṫaiġe na n-Eirionnaċ, (mar ba h-Eirionnaċ é féin,) a láṫair Osui ríġ Nortuimbearland, agus Ailcfrid a ṁic.

A duḃairt sé naċ d-tiucfaiḋ leis gnáṫa eaglaise na Róiṁe do ġaḃáil ċuige féin, mar do lean sé teagasg naoiṁ Coluim-cille, agus go réiḋiġ an teagasg sin leis na Scríobṫúiriḃ naoṁṫa. Anaġaiḋ sin a duḃairt Uilfrid, sagart Sacsonaċ do láḃair ar ṫaoḃ na Róṁanaċ, go m-ba ṁó naoṁ Peadar ná Colum-cille, agus gur lean sé féin agus a ċáirde ar a lorgsan. Aċt ba é so críoċ an imreasáin, gur ṫug an ríġ a ḃreiṫ anaġaiḋ na n-Gaoiḋeal, ⁊ do rigne sé dlíġe ċum gnáṫa na Róṁanaċ do ċur asteaċ agus do neartuġaḋ a Nortuimbearland uile, agus nósa na n-Eirioñaċ do ḋíbirt as a ríoġaċd go h-iomlán.

Iar sin, níor taosga ná ṫiúbraḋ naoṁ Colman géille d'uġdarás na Róiṁe, do ṫug sé suas a easboġoideaċt, agus d-fág sé an dúiṫċe. Agus do riñeadar na teagasgṫóiriḋe Gaoḋalaċa eile an ċúige sin aiṫris ar a n-easbog: agus do ṫángadar a ḃaile gus a muiñtir féin do ḃí a n-Éiriñ, agus do ṡocruiġeadar a g-Coñaċdaiḃ a g-condae Muiġe Eo.

Agus ṫarla na ḋiaiġ sin gur leaṫnuiġ cúṁaċt agus gnáṫa na Róṁanaċ go ró ṁór amearg na Sacsonaċ do ċóṁnuiġ a Nortuimbearland. Aċt ní raiḃ úġdarás na cúṁaċt ar biṫ ag an b-Papa ná ag aonduine d'a ḃuiḋean a n-Éiriñ.

## An naoṁaḋ caibidil.

### Tráċtar ar ḟoġluim agus ar ċreideaṁ na sean-Ġaoideal Éirionnaċ.

Do ḃádar na h-Éirionnaiġ, san am so agus ar feaḋ céadta bliaḋain na ḋiaiġ, ró ainmneaṁail a d-taoḃ a ḃ-foġlumṫa, agus go speisialta ar son a n-eólus ar ḟocal Dé. Do ṫug so fá deara an ṁóran daoine do ṫeaċt ó Ṡacsan, agus ó ionnadaiḃ eile taoḃ ṫall do'n ḟairrge, ċum sduidear agus foġluim do leanṁuin a n-Éirinn; ionnus go léiġmid a sean-sdaraiḃ ar ṁóran d'easbogaiḃ, do ṗrionnsaiḋiḃ, agus do ḋaoiniḃ eile ainmneaṁla, noċ d'éiriġ suas go tásg agus clú mór, ar son a ḃ-foġlumṫa agus a n-oibreaċa, a mórán áitiḃ do'n Eóraip, tar éis iad a ḃeiṫ teagasgaiġṫe ar d-tús a n-Éirinn. Agus aiṫrisean Beuda dúinn gur cuireaḋ anall ó Ṡacsana go h-Éirinn, ṫimċioll an bliaḋain sé céud agus trí ficid, uiṁir ṁór do leanḃaiḃ uaisle agus ísle, le na d-tógḃáil suas, agus le na d-teagasg; ⁊ go d-tugadar na h-Éirionnaiġ carṫannaċt agus aoiḋeaċt dóiḃ, agus leaḃair ċum a léiġṫe, da d-teagasg agus da m-biaḋṫugaḋ, gan ní ar biṫ d'iarraiḋ orṫa do ḋíol ar a son.

Ní raiḃ aon níḋ le taḃairt fá deara

a g-creideaṁ na sean-Gaoideal níos mó na'n meas agus an grаḋ mór do ḃí aca faoi ċóṁair na Scríobtúiriḋe diaḋa. Do ḃádar a naoiṁ ársa uile tarsgaṁuil ar an eólus do ḃí aca orṫa, mar léiġmid ann a m-beaṫa, noċ atá fós le faicsin a m-buanċuiṁnib na h-Éirionn, agus a stairib scríobṫa le sean-úġdaraib a d-tíriḃ eile mar an g-céadna. Do ġnáṫaidís iad do léiġeaḋ agus staidear do ḋéanaṁ orṫa go laeṫeaṁail: agus do ḟaoṫruiġeadar fós go ró ḋíċċiollaċ na h-uile daoine, óg agus ársa (do ṫigeaḋ ag iarraiḋ teagasg orṫa) do ṁúnaḋ ionnta. Is ar na Scríobtúiriḃ do ḟoirgnidís a g-creideaṁ; agus ní ḟáġmuid a seanstairiḃ gur ġabadar foirċeadal ar biṫ do ḃain leis ó úġdarrás beuloidis aṁáin, gan cruṫuġaḋ do ḃeiṫ aca air ó na Scríobtúiriḃ; nó go raiḃ meas cóṁ-mór sin aca ar ṫoirḃeartaiḃ na Róiṁe, go saoilfidís go raiḃ d'ḟiacaiḃ orṫa féin iad a leanṁain a n-aoin-ní, greim níos mó na toirḃearta eaglaisiġe na h-Éigipte, no na Gréige, no na h-Asia, no eaglaise ar biṫ eile do'n doṁan Críosdaiġe.

A d-taoḃ pósda mar an g-céadna, ní ḃ-fuil cruṫuġaḋ ar biṫ a n-ár sean-úġdaraiḃ gur toirmisgeaḋ ar a g-cléir mná do ḃeiṫ aca. A deir naoṁ Padruig féin linn, 'san tráċd do scríoḃ sé a n-Éirinn

a n-deireaḋ a laeṫe, da n-goirṫear, "Admhail naoiṁ Padruig," go m-ba ḋeo-canaċ a aṫair féin, agus go m-ba ṡagart a ṡeanaṫair. Agus fós, ameasg na riaġal, no dliġṫe, d'a n-goirṫear go coitċionn "Canóin Padruig," ta reaċt aca an labras ar an b-folaċ ba ḟoilleaṁ-naċ do ṁnaib na cléire, le beiṫ ar a g-cennaib an t-an do ṡiubalfaidís amaċ an áit ar biṫ ṗuiblióe. Agus níl aon ḟocal aṁain le ḟaġail an san orduġaḋ g-céadna anaġaiḋ pósda na n-easbog, na sagart, no na ministéiriġe eile baineas le h-eag-luis Dé.

Níor ċreideadar iomorro na sean-Ġaoiḋeil a m-brioġ-aisdriuġaḋ, nó a b-Purgadóir; na níor ġnídís urnaiġe ċum na n-aingeal na na naoṁ, na ċum na Maiġdine beannaiġṫe Muire, na níor iarradar orṫa ġuiḋe ċum Dé ar a son, mar ḋéanann iomad do ḋaoinib anois. Do ġlacaidís an Ċomaoin, nó Suipéar naoṁṫa na Fola agus na Feóla ar d-Tiġearna Iosa Ċriosd, ar an nós a n-glacaidís gaċ uile Ċriosdaiġe é ar d-túis, a n-dá ġné arain agus ḟiona. Agus a d-taob ḋóiṁealltaċt nó ardċúṁaċt eagluise na Róiṁe, níor ċreidiodar a b-foirċeadal ar biṫ do'n t-sórt: aċd do ṁeasaidís mórán díob na Rómanaiġ do beiṫ na n-Eiriciġib, mur ġeall ar na diosbóir-

eaċdaiḃ géuṙa do ḃí aca leó. Giḋeaḋ do ḃí neaṁċosṁuileaċd ṁór eidir na pápaiḋe do ḃí ar ṁarṫuin aṅsin agus na pápaiḋe d'éiriġ suas iar a laeṫeasan. Ní raiḃ sgéul na fios ag aon-duine ar Ċré an ċeaṫraṁaḋ Pápa Pius aṅsan am sin, mar naċ raiḃ sí sgríoḃṫa na cumṫa go ceaṅ aimsire fada na ḋiaiġ. Agus níor ġníṫí duine ar biṫ do ġearraḋ amaċ as an eaglais, na do ṁallugaḋ, na d-fógra go coitċeaṅ mar eiriciġ, muna g-creidiḋ se a b-Purgadóir, nó a m-brioġaisdriugaḋ an arain agus an ḟíona coisreacṫa aṅsa g-comaoin, na a d-teagasg nuaḋ ar biṫ eile de'n t-sórt g-céadna.

Ar an aḋḃar sin, cib é ar biṫ an áit ó a d-táinig naoṁ Padruig ċum an n-oiléin, ċidmid go soilléir naċar ṫeagasg sé daoine na h-Éirioṅ ċreideaṁ ar aon ċor a n-áird-ċeaṅas an Ṗápa, na a n-dóiṁeallṫaċt na Róiṁe, na a mórán d'earráidiḃ eile anaġaiḋ focail naoṁṫa Dé, atá le fáġail anois a g-creideaṁ na h-Eaglaise sin.

---

## An deaċṁaḋ caibidil.

### Ṫraċtas ar ċogṫaiḋiḃ na Loċlaṅaċ a n-Éiriṅ.

Da ṁór iomraḋ na n-Éirioṅaċ, a ḃ-fad 's a ḃ-fogus ar fead urṁóir na h-Eoirpe

an̄sna h-aimsiriḃ sin, mar is féidir leis an léiġṫeoir d'faicsint a b-páirt ó na neiṫiḃ atá ar na g-cur síos ceana. Aċt timċioll an t-oċtṁaḋ céad bliaḋain d'aois Ċríosd, do ṫion̄sgnadar na Loċlon̄aiġ, no na Danair, (ar a d-tugṫar fós Nort-manns d' ainm ar uairiḃ) Éire d'ion̄suiġ; agus do ṫugadar buaiḋirt agus donus cóṁ-mór sin ar an d-tír, gur beag naċ d-táinig stad iomlán ar stuidéar eóluis agus na litreaċ ameasg na n-daoine. Do ṁarḃadar na Barbaraiġ so easboig, abaḋa, agus cléir. Do loisgeadar na leaḃair agus stairiḋe an t-seanċuis: agus do ċuireadar rómpa an ḟoġluim agus an creidiom do léirsgrios anaoin-ḟeaċt as an oileán. Do ḃádar iomorro na h-Éirionaiġ san am ċéadna ró lag, agus ró roin̄te lé ceann̄airciḋiḃ eadorra féin, ċum críċe deiṫnearaiġe do ċur ris an olc so: agus giḋeaḋ go m-beirdís buaiḋ go minic ar a naiṁdiḃ lé h-ár ṁór, do ṫigidís, ar a ḟon sin, buiḋne eile Danair ó Loċlon̄aiḃ, agus ó ċríoċaiḃ imċiana eile, ion̄us gur b-féidir leó an tír do ċreaċaḋ, agus na daoine do ṁarḃaḋ, ó am go h-am ar feaḋ dá no trí céad bliaḋain.

Fá ḋeoiġ, ar Aoine an Ċéasda sa m-bliaḋain d'aois ár d-Tiġearna míle ⁊ trí bliaḋain déug, do ṫug Brian Bóroiṁe,

Ríġ Ṁúṁan, bualaḋ mór marḃṫaċ fuilteaċ d'a ṡluaiġṫiḃ ar ḟaiṫċe Ċluaine Tairḃ, le h-air Áṫa-cliaṫ, noċ do laġaiġ go mór a g-cúṁaċt a n-Eiriñ ó'n lá sin amaċ. Do marḃaḋ Brian féin, agus Murċaḋ a ṁac, agus Toirḋealḃaċ mac Murċaḋa, agus mórán eile do ḋaoiniḃ móra san g-caṫ ċéadna.

Mar ġeall ar ḃúanuġaḋ d'ioñsuiġiḃ na Loċloñaċ a n-Eiriñ ar feaḋ ceadṫa bliaḋan, is beug naċar díbreaḋ go h-iomlán an creidíoṁ agus an ḟoġluim ar an d-tír. Agus óna cogṫuiḋiḃ búanġnaṫaċa so, ó'n losgaḋ, agus ó'n ár mór, do ḃí da ḋéanaḋ a g-cóṁnuiḋe na mearg, do ṫáinic dona h-Eirioñċaiḃ fá ḋeireaḋ ḃeiṫ aneólaċ, fiaḋain, agus neiṁ-ḋiaḋa, mar na Loċloñaiġ féin. A d-taoḃ na sean-sgoilṫeaċ Gaoiḋealaċ léiġiñ agus litreaċ, do ḃí rá ḟeunṁar agus ró ṫargaṁuil añsna laeṫiḃ do ċuaiḋ ṫart, do léirsgriosaḋ cuid aca lé na Loċloñaiḃ, agus do ċuit cuid eile aca ċum láir lé h-aois agus leis an díoġḃáil do riñeaḋ ḋóiḃ a n-aimsir na g-cogṫuiḋe reṁ-ráiḋte. Agus do fagḃaḋ gnóṫuiġe na h-eagluise agus na puibliġeaċda a staid aindeiseaċ, neaṁḟona, míriaġaltaċda, buaiḋearṫa, agus mearuiġṫe.

Do ḃí Brian Ḃóroiṁe go deiṁin lán tairḃeaċ d'a ṫír lé cúṁaċt na n-Danair

do ṁionḃrúġaḋ an̄. Aċt do ḃí se na eascaraid ró ṁór d'a ḋúiṫċe a slíġṫiḃ eile; agus ó na ġníoṁarṫaran ṫarla mórán urċóide do ṫeaċt uirri. Mar ba é an céad-ḟear é do ḃris an t-sean réim ársa agus ḟírin̄eaċ do riġṫiḃ an̄san oiléansa; agus sin, anuair do ġaḃ sé ċuige féin lé neart agus lé h-éag-cóir an áirdċean̄us ar Éirin̄, do ḃain lé cóir agus lé ceart lé duine eile, noċ do b'é Maoilseaċluin, ríġ na Míde. Agus ċum teaċt ar an g-céim sin, ḃí Brian sásta é féin do ċeangail ar feaḋ tamaill, lé na Danair, na náṁadaiḃ is measa ḃí a riaṁ ag a ṫír féin. Ó'n éagcóir agus anḟlaiṫeas do rigne sé mar sin, d'eirig barbarṫaċd, áir, coirṫe, agus míriaġail gan críoċ a n-Eirin̄ 'sna h-aimsiriḃ na ḋiaiġ.

---

## An t-aonṁaḋ caibidil déug.

Ar an nós a d-tugadar na Danair cúṁaċt na g-cóiṁṫiġeaċ asteaċ ċum na h-Eag-luise Gaoiḋealaiġ.

Ameasg na n-Danair do ṫainic ó na d-tír féin go h-Eirin̄, do ġaḃ cuid aca an creideaṁ Críosdaiġe ċuca an̄san deaċṁaḋ aois agus ó sin anuas. Do ḃí cuid aca mar an g-céadna do ċur rómpa

a saoġal do ċaiṫeaṁ ag díol ⁊ ag ceannaċ airnéise, agus a ḋéanaḋ gnóṫuiġṫe annsa tír: agus do leigeaḋ do ṁórán díobsan a b-fearainn do ṡealbuġaḋ, agus fuireaċ a n-Éirinn tar éis caṫa Cluaine Tairb. Do bí trí príoṁ-ċaiṫreaċa go h-áiriġe, mar atá, Áṫcliaṫ, Portlairge, agus Luimneaċ, (is ré h-ais an ċuain atá siad uile) a sealb na n-daoine cóigcríoċa seo, do ṫáinig ó ṫíriḃ ṫar tonn ċum socruġaḋ a n-dúiṫċe na n-Gaoiḋeal.

'San m-bliaḋain míle, sé bliaḋna agus trí fiċid, d'ionnsuiġ na Normain Francaiġ, faoi Uilliam an claoiḋteoir, Sacsona, do buaiḋeadar ar na daoiniḃ, agus do ṡealbuiġeadar an tír dóiḃ féin: ag buain a b-fearainn agus a n-inṁe díoḃ; ag géirleanṁuin, agus ag múċaḋ na Sacsonaċ, agus ag tógbáil a n-daoine tairise féin, agus luċt a d-tíre ċum gaċ aoin oifige maiṫ d'onóir agus do ṫairbe da raiḃ le faġail annsan eaglais agus annsa b-puiblíḋeaċt.

Do bádar iomorra na h-Anglo-Normain so, noċ do ṫáinic ċum socruġaḋ a Sacsain, na g-cáirdiḃ dílse ag na Danair do bí socraiḋṫe a n-Éirinn. Agus da réir sin, an t-an do ṫosuiġ na Danair seo ar an ċreidioṁ Críosdaiġe do ġabáil ċuca, agus cléir Críosdaiġe do beiṫ na measg, ba ġnáṫ leó ar d-túr a n-easboig toġṫa

do ċur ċum na n-airdeasbog Loċloñaċ do bí a g-Ceantarburiḋe, (aga raiḃ priṁċeañas na h-eaglaise Sacsonaiġ,) le beiṫ coisreacta mar easboig faoi n-a láṁaiḃ: gnaṫ léir taisbéanaḋ go soiléir gur beag an meas do bí aca ar easbogaiḃ na h-Éirioñ, agus gur níos mó a b-fad a n-gráḋ faoi ċóṁair na b-préalaiḋiġe Loċloñaċ so a Sagsain.

Ar an aḋbar sin do cuireaḋ easboig na d-trí bailteaḋ Loċloñaċ seo, mar atá Áṫ-cliaṫ, Portlairge, agus Luimneaċ, ar feaḋ mórain bliaḋan faoi smaċt na n-airdeasbog do riaġluiġ cúige Ċean-tarbvriḋe. Agus ba h-iad na céad easboig a n-Éiriñ do bí faoi ċúṁaċt d'aon t-sórt le cléir deóranta ar biṫ. Aċt do bí na h-easboig Gaoḋlaċa, agus go speisialta Airdeasbog Ardmaċa, anbuaiḋearṫa fá na n-gníoṁarṫa. Agus go deiṁin níor b'iongantus go m-beiḋis míosarta go mór leó, ar b-feicsin dóiḃ cúṁaċt na n-allṁarac ag tosuġaḋ ar scaraḋ agus ar leaṫnuġaḋ añsa dúiṫċe, le na g-cléir agus le na n-easbogaiḃ do bí ag tógbáil suas eaglaise nuaḋ añ, ┐ do diúltaiḋis iad féin d'uṁluġaḋ d'ugdarras dílsdionaċ na sean eaglaise Gaoḋalaiġ. Agus níor b-faḋa go b-facas níos soillse an méid díoġbála agus mío-aḋ do ṫug an cóiṁċeangal deóranta seo do ḋaoiniḃ na h-Éirioñ.

## An dara caibidil déag.

### Ṫráċtar ar Ġille, céad leuġaiḋ an Papa a n-Eirinn.

Do ḃí Gille, easbog na Loċlonnaċ a g-caiṫir Luimniġ, (timċioll míle, aon ċéud, ⁊ sé bliaḋna d'aois an d-Tiġearna) na ḟear ró ainmneaṁail a stair Eaglise na h-Eirionn: mar naċ léiġmíd an ar n-analaiḃ ar aonduine do ṫosuiġ níos luaiṫe na é, ar oibriuġaḋ ċum cúṁaċta ⁊ príoṁúġdamais an Papa, agus gnáṫaiġe na Róiṁe do ṫabairt asteaċ ċum na tíre. Agus fós is ar éigean do ġéabṫar a seanċus an oiléin aonduine do ṡaoṫruiġ níos díċċiolluiġe ar an obair ċéadna.

Do ḃádar na Nortmain Francaiġ, (no Loċlonnaiġ do ċóṁnuiġ sa b-Frainc ṫuaiġ,) na g-caradaiḃ agus na g-cosantóiriḃiḃ móra ag an Eaglais Iodailleaċ: agus da réir sin, an tan d'ionnsuiġeadar Sagsona, ṫug an papa a ḃeannaċd dóiḃ, agus bratac coisreacta, ċum a láṁa do neartuġaḋ, agus meisneaċ agus muiniġin do ṫabairt dóiḃ ċum na h-oibre ar a raiḃ siad a triall. Is ann sa b-Frainc amearg na n-daoine seo do h-oileaḋ agus do teagasgaḋ Gille, ionnus gur ṫarla dó, mar do gaċ uile ḋuine aca, fógmos agus meas mór do ḃeiṫ aige faoi ċóṁair eaglaise na Róiṁe.

Agus an tan do ríneaḋ easbog Luimniġ de, do smuain sé go m-ba ṁór an truaġ agus an díoġḃail, gan cúṁaċt an ṗápa d-feicsin da h-adḃail go puiblíḋe a n-Eirinn, agus gan aifrionn da ráḋ do réir nóis na Róiṁe ann, aċt foirmeaċa eile do ṡeirḃis ḋiaḋa da ġnáṫuġaḋ, noċ do fuair na h-Eirionnaiġ óna naoṁaiḃ ársaiġe féin.

Ar an aḋḃar sin do scríoḃ Gille leaḃar, noċ do ḋileaġraḋ sé ċum na n-easbog Eirionnaċ, ag míniuġaḋ ḋóiḃ go dé ba nadúir ċúṁaċta agus airdċeannais do ḃain, do réir baraṁla na Nortman Francaċ, lé pápa na Róiṁe, agus ag foillsiuġaḋ ḋóiḃ mar an g-céadna an nós ḋob feárr, mur do ṁeas sé, an t-aifrionn do léiġeaḋ do réir gnáis na h-eaglaise Laidniġ. Óir a d-taoḃ na mórain leaḃar urnaiġe ud noċ do ḃí a n-úsáid ameasg na n-Gaoiḋeal roiṁ an am sin, a deir Gille ionna leaḃar naċar cóir a leiṫid do ṫaḃairt asteaċ a n-aḋraḋ Dé ar ċor ar biṫ, cionn go raiḃ siosma ionnta, (mar atá, coġaḋ anaġaiḋ úġdarrais ḋlisteanaiġ na h-Eaglaise Críosdaiġe ;) 7 gur a n-áitiḃ ionna raiḃ siad a n-gnáṫ, naċ raiḃ difir ar biṫ eidir an fear ba ḟóġlumṫa agus an t-ainḃfeasaċ, aċt go d-tigeaḋ go minic lé duine aca an seirḃis do ṫuigsin cóṁ-maiṫ leis an duine eile aca ; sé sin lé ráḋ, da m-beiḋeaḋ an fear fóġluṁṫa ag urnaiġe a d-teampoll ar biṫ ionn naċ raiḃ

a ṡeirḃís féin, aċt foirm eile naċ raiḃ se cleaċda leis, da ġnáṫuġaḋ. Agus ar an áḋḃar sin, a deir se, go m-ba ċóir na foirmeaċa Eirioñaċa sin do ċur ar g-cúl gan ṁoill, agus slíġe do ḋéanaṁ, ar an móḋ sin, do'n aifrion Róṁanaċ, no do réir a ḃréiṫre féin, "do'n aon oifig aṁáin Ċatoilice agus Róṁanaċ."

Do lean Gille a obair lé mórán bliaḋan; agús ar fead na h-aimsire sin do ḃí cóiṁfreagairt ṁór aige lé na ċara Ainselm, easbog Loċloñaċ Ċantarbvriḋe, noċ do ċóṁairliġ agus do ṁeisniġ é añ a ġníoṁraiḃ. Ar d-tabairt fá deara do'n ṗápa mar an g-céadna creud é an teargnaḋ agus an ḋílseaċd do ḃí ag Gille ann a ċúis féin, do riñe sé a léagaid de, (ċum a ġnóṫuiḋṫe do ċur ar aġaiḋ, agus a úġdarrás do ċonġḃáil suas agus do leaṫnuġaḋ) ar fead Eirioñ uile; oifig naċ raiḃ ag duine ar biṫ eile a riaṁ roiṁe sin añsan oileansa, ar son nar úṁlaiġeadar na Gaoḋail árraiḋe añsa t-seanaimsir do'n árdċúṁaċt na Róiṁe.

Do ġaḃ ionaḋ léagaid an ṗápa a n-diaiġ Gille, a ċara Maoilseaċluiñ, áirdeasbog Ardmaċa, noċ do lean a ṫeagaisg, agus do ṡiuḃail añ a ṡliġṫiḃ, agus ṡaoṫruiġ go cruaiḋ a oibreaċa do ċríoċnuġaḋ añsa tír; ag déanaṁ a ḋíṫċill, ar fead timċioll ċríoċaḋ bliaḋain, úġdarrás an

ṗapa agus gnáis eaglaise na Róiṁe do ṫabairt asteaċ agus do neartuġaḋ aṅ gaċ uile ċúige na h-Eireaṅ.

---

## An treas caibidil déag.

Ar an mód ionar ċuir Maoilseaċluin, ⁊c. cúṁaċt an ṗapa ar aġaiḋ a n-Eirinn.

Ba ṁór an toraḋ agus an éifeaċd do lean saoṫair Gille, Maoilseaċluin, agus na coda eile d'a luċt cóṁ-oibriġṫe, do bí ag cur ar bun agus ag leaṫnuġaḋ cúṁaċta agus airdċéime Ṗapa na Róiṁe aṅ ar n-oilean. Ioṅus nar b-fada gur b-féidir leis an b-préaláid sin cóṁḋála na cléire do ṫionól a n-Eirinn, faoi sdiúraiḋeaċt a léagáidiġe féin, ionar ġníṫí ó am go h-am reaċda agus orduiġṫe bí tairbeaċ ċum onóra, agus eudála, agus cumais, ⁊ teagaisg eaglaise na Róiṁe do ċur ar aġaiḋ níos faide ameasg na n-Eirionaċ.

'S é an ċéad ċóṁḋáil díoḃ so noċ atá lé feicsin a m-buanċuiṁne cóiṁṫionol Raṫa Breasail, noċ do ḃí conġbaiġṫe lé Gille féin, san m-bliaḋain míle, aon ċéud, agus oċt m-bliadna déag d'aois Críosd. Aċd do cruinniġeaḋ cóiṁṫionol eile a b-fad níos tábaċdaiġe na sin, a g-Ceanannas aṅsa Míḋe, faoi Cairdional Séan

Paparo, léaġaiḋ an treas ṗápa Ugaine, annsa m-bliaḋain ar d-Tiġearna, míle, céad, agus dá ḃliaḋain déug ar ḋá ḟiċid, mar do riġneaḋ iomad dliġṫeḋ tábaċdaċa do ḃain le gnoṫaiḋiḃ na h-eagluise Gaoiḋealaiġ. A n-aon reaċd acasan do h-orduiġeaḋ do gaċ uile ḋuine deaċṁaḋ do ḋíol ré cléir a ṗarráisde féin.

Do ċoṁcuir do Ġille, do Ṁaoilḟeaċlunn, agus do ṁórán eile d'a n-aicme, an t-ainḃfios agus an t-olc d'éiriġ annsa tír a n-diaiġ cogṫaiḋe na Loċlonnaċ, agus an meas beag do ḃí faoi ċóṁair an ċreidiṁ no an ċráḃaiḋ, faoi ċóṁair eóluis no foġluma do ṡórt ar biṫ, agus mar do ḃádar tíorṫa eile a ḃ-fad níos feárr a neiṫiḃ spioradalta faoi riaġail eagluise na Róime; agus ar an áḋḃar sin do ṁeasadar da m-b'ḟéidir Éire do ṫaḃairt faoi an riaġail ċéadna, go m-ba ṁór an tairḃe d'éireoċaḋ do'n ṗobal as an n-gníoṁ sin. Agus níor ċóirdúiġ iongnaḋ do ḋéanaṁ faoi so, da m-ba níḋ go d-treoruiġeaḋ go furas na daoine boċda ainḃfiosaċa, (no fós duine ar biṫ eile aga raiḃ cúram ar biṫ faoi an ċreidioṁ no faoi ċráḃaḋ,) le h-eisiomplair agus le cumas daoine móra a ḃ-fios, agus a n-eólus, cosṁuil le Ṁaoilḟeaċlúin; do ḃí, (an ní ba lúġa le ráḋ) ag oibriuġaḋ go díċċiollaċ agus da ríriḃ, ċum an ċreidiṁ

do ċur ar aġaiḋ a g-cosṁuileaċt éigin. Agus is mar so do tairngeaḋ na h-Eireannaiġ gan mórán saoṫair ċum iad féin d' úṁluġaḋ, céim ar ċéim, do'n ċúṁaċt sin eagluise na Róiṁe, agus do'n aird-ċéim sin an Pápa, noċ do ṫeilgeadar a n-aiṫreaċa, (do ṁair sul ar ṫáinic na Loċlonnaiġ,) uaṫa go h-iomlán, anns a t-sean-aimsir ṁaiṫ ṡolasda ġlóire na h-Eireann.

Do cuireaḋ Maoilseaċluin, tar éis a ḃáis, ar son a ṁórṡaoṫair fa'n g-cúram so, a n-áirioṁ na naoṁ le h-úġdarras eagluise na Róiṁe: agus ba é an céad naoṁ da ṁair a n-Éirinn, ar a léiġmid go ḃ-fuair sé an onóir sin ó'n áird ċéadna. Mar do ḃadar na sean naoiṁ Eireannaiġ, ar feaḋ seaċt g-céud bliaḋain ó ṫáinic naoṁ Padruig, saor go h-uile ó ċúṁaċt deóranta a neiṫiḃ spioradalta, agus gan áirdréimeas ar biṫ do ḃeiṫ ag an b-Pápa orṫa. Agus fós, le sin agus uile, do measaḋ iad do ḃeiṫ na g-Catoilicíġiḃ maiṫe, agus na n-daoiniḃ naoṁṫa le Dia. Agus ní ḟaġmuid tuairisg ar feaḋ na seaċt g-céud bliaḋain sin, ar Pápa ar biṫ da raiḃ san Róiṁ, gur ainmniġeadar, na gur ṫoġadar, gur ṡolaṫruiġeadar, na gur ċóiṁneartuiġeadar a n-oifig, oiread agus aon easbog aṁáin ċum ceallpuirt ar biṫ a n-Eirinn; (mar atá da ġnáṫuġaḋ anois ameasg an dreama bainear le h-eagluis

na Róiṁe ;) nà gur ċuireadar ar bun oiread agus aon easboguideaċt aṁáin, nà aon ċoláisde, nà aon uaċdarán eagluise, nà ministir, nà eagluiseaċ, na féadmanaċ d'aon t-sórt a seirbís Dé, ó Ṗríoṁaḋ Ardmaċa gus an cléireaċ boċd do ġaḃ an t-ioñaḋ ba ísle ameasg na g-Críosdaiġṫeoḋ Gaoḋlaċa ; nà gur ṫarla do ḋuine dona pápaiḋiḃ ar feaḋ na h-aimsire sin, éisteaċd lé h-aon ċúis aṁáin, nà ḟoċruġaḋ aon ċeird aṁáin, nà suiġe mar ḃreiṫeaṁ ar ċonspóid na impeasan ar biṫ, do ḃain lé gnóṫaiḋiḃ na h-Eireañ ; nà ġur leigeaḋ dóiḃ saṫaḋ isteaċ a nós ar biṫ, olc nà maiṫ, nó láṁ do ċur ar ordugaḋ na neiṫean, saoġalta nà spioradalta, añsa ríoġaċt.

---

## An ceaṫraṁaḋ caibidil déug.

### Mar do fuair na Sacsonaiġ ceañus ar Eiriñ annsa tosaċ.

Ar ḃ-faġail Sagsona dona Normanaiḃ faoi na sdiúraiġeaċt, ba ṁian leó a g-críoċa do leaṫnuġaḋ níos faide, agus Eire do ḃeiṫ leó féin mar an g-céadna. Ar an ádḃar sin, d'iarr an dara Ḣeanraoi, ríġ na n-Anglo-Nortman so, san m-bliaḋain míle, céud, agus cúig bliadna déug ar dá ḟiċid, mar aċċuinge ar an

g-ceaṫramaḋ Papa Aidrian, a ṫoil agus a ċead d'ḟáġail ċum na tíre seo do ḟeal-buġaḋ dó féin: ag raḋ go n-déanfaḋ sé neiṫe móra do'n eaglais añsan oilean, agus go d-tiúbraḋ sé tiodluicṫe móra dí, agus fós go n-íocaḋ sé cáin do'n ṗápa, pingin sa m-bliaḋain anaġaiḋ gaċ aoin tíġe da raib a n-Eiriñ, da d-tiucfa leis an obair do ṫioñsgnaṁ, agus an tír d'ioñsuiġeaḋ maille le beañaċt easbuig na Róiṁe. Agus da réir sin do ṫug an Pápa Aidrian dó a ċead agus a beañaċd, a loġa, (nó a litir da n-goirṫear bulla,) do cuireaḋ amaċ san m-bliaḋain ċéadna; noċ atá le feicsin aniú a n-iomad sean-leabar agus buanċuiṁne. Aċd gideaḋ go raib beañaċt agus cead an ṗápa ag Henri anois ċum Eireañ d'ioñsaiġeaḋ, do toirmeasgaḋ é ar feaḋ mórain bliaḋain le gnóṫaiḋib ioma, nár leig dó an obair sin tosuiġeaḋ go fóil.

Timċioll an ama so, do bí Diarmaid Mac Murċaḋa na ríġ ar ċúige Laiġean; prioñsa fioċṁar, droiċ-iñtiñeaċ, aċt do bí fós ró neartṁar agus cúṁaċdaċ. Amearg na g-coirṫe ioma do riġne se, do bí sé cioñtaċ ar beanuasal, dar b'ainm Dearbforgail, bean Tiġearnain Ui Ruairc, prioñsa Bréifne, d'ḟuadaċ agus d'éigniuġaḋ: agus ar son an ġníoṁa sin do ċuir Ruaiḋri Ua Concúbair, airdríġ

Éirioñ, d'ḟiaċaiḃ air a ríoġaċt d'ḟáġbail agus teiṫeaḋ as Laiġin, añsa m-bliaḋain míle, céad, agus oċt ar ṫrí fiċid.

Annsin do ṫriall Diarmaid go Sagsona ċum an dara Henri, agus d'iarr se cóḃair agus congnaṁ air ċum a ċúige d'ḟaġail ar ais arís, ag geallaḋ ḋó san am g-céadna, da b-fuiġeaḋ sé an ceañus iñte, go g-caiṫfiḋ an tír agus é féin a beiṫ fearda faoi aindréim ríġ Sagsona. Do ġlaċ Henri go h-onórac agus go cairdeaṁuil é, agus do ġeall sé go d-tiúbraḋ sé ḋó an méid ṫiocfaḋ leis do ċongnaṁ, ċum a ċúise do ċosnaṁ agus do ċur ar aġaiḋ a Laiġin.

Níor b-fada na ḋiaiġ sin go b-fuair Diarmaid daoine a Sacsain aga raiḃ aigneaḋ ullaṁ go leór ċum teaċd anall agus cogaḋ do ḋéanaṁ ḋó. Ba é an t-Iarla Risteird Strongbóġa an príoṁlaoċ do ḃí na measg. Agus ṫriall an ċéad buiḋion da luċd leanaṁna ċum a n-oibre a n-Eiriñ a mí Béilteine, añsa m-bliaḋain míle, céud, agus naoi ar ṡeasgad: aċd níor ṫáinic Strongbóġa féin gus an m-bliaḋain na ḋiaiġ sin. Ṫarla dona h-eaċtrañaiḃ seo gnóṫuġaḋ mór do ḋéanaṁ, ag fáġail a ṫír ar ais do Diarmaid arís, agus ag sealḃuġaḋ cúṁaċta móire ḋóiḃ féin, agus maoine, agus inṁe, agus fearaiñ a n-Eiriñ.

Fa ḋeoiġ, a n-oċd-ṁí, sa m-bliaḋain d'aois Ċríosd, míle, céud, agus aon bliaḋain déug ar ṫrí fiċid, do ṫainic Henri féin anall cum na tíre seo. Agus ar d-teaċd go caṫair Portlairge dó, ṫainic prionnsaiḋe, agus ríġṫe, agus eas-boig na h-Eireann 'na airċis annsin. Agus d'úṁlaiġeadar na h-easboig agus an ċléir dó, do réir orḋaiġṫe an Papa Adriain. Agus do riñeadar na prionn-saiḋe agus na h-uaisle aiṫris omasan: agus do ġlacadar Henri agus a oiġriġe noċ do ġeabaḋ ríoġaċd Sagsona na ḋiaiġ, mar riġṫe agus tíġearnuiḋe ós a g-cionn go braṫ. Agus do daingniġeaḋ agus do coiṁneartuġeaḋ an gníoṁ sin leis an triomaḋ b-Papa Aileacsandar, noċ do riñeaḋ na ṗríoṁuaċdaran eaglaise na Róiṁe a n-diaiġ bais an ceaṫramaḋ Adriain.

---

## An cúigeaḋ caibidil déag.

## Traċtas ar ċoiṁṫionol Caisil, ⁊c.

An tan do bí an dara Henri a n-Eirinn, do ṫug se fógra amaċ coiṁṫionol d'easbo-gaib agus do ċléir na tíre do ṫionsuġaḋ: noċ do ṫainic ar a ċéile, do réir a orḋaiġṫeḋ, a g-Caisil Múṁan, san m-blia-

dain d'aois Ċríosd míle, céad, agus dá bliadain déag ar ċrí fiċid, agus do riġne dlíġṫe añsin ar neiṫib iomda do ḃain lé h-eaglais agus lé cléir na h-Eirioñ.

Ameasg na reaċd so do cuireaḋ ar bun a g-Caisil, do ḃí dlíġe añ, mar atá an tsreas dlíġe (no canon,) aca, lér h-ordúġeaḋ go g-caiṫfeaḋ gaċ uile fear deaċṁaḋ d'íoc ar áirnéis, ⁊ ar arḃar agus ar ṫorṫaib eile na talṁan, lé h-eaglais a ṗarráisde féin. Do h-orduiġeaḋ an níḋ céadna roiṁe sin, agus go speisialta, ag an g-cóṁḋáil do cuireaḋ ar agaiḋ a g-Ceanañas, lé h-úgdarrás an ṗápa, san m-bliadain míle, céad, agus dá bliadain déug ar dá ḟiċid, ar a labramar suas. Aċt ar son naċ raiḃ mórán taṫaiġe ag na daoinib ar an íoc so, níor ḃ-féidir é ċur a n-gníoṁ go ró luaṫ. Giḋeaḋ do ḃí an ċíorċáin ó so amaċ lé beiṫ daingniġṫe lé h-úgdarrás ríġ Sacsan: mar do ḃí dúl mór aige an cléir do riaraḋ, ioñus go d-tiucfaḋ leis a g-congnaṁ do beiṫ aige, ċum Éire do ċongḃáil fá smaċd leis féin.

Do rineaḋ dlíġe eile ro ṫábaċdaċ lé cóiṁṫionól Ċaisil; agus so é, go g-caiṫfeaḋ neiṫe baiñeaḋ lé seirbís Dé agus lé h-adraḋ a n-Éiriñ beiṫ orduiġṫe fearda do réir gnáis na Róiṁe agus Sacsan; ioñus go g-caiṫfidís seanġnáṫaiḋe na

críċe do ṫeilgean uaṫa, agus neiṫe ṫait-neoċaḋ níos feárr le ríġ Sacsan, agus le pápa na Róiṁe, do ṫabairt asteaċ 'na n-áit: agus mar sin úsáid an aifrinn Rómanaiġ do ċur ar aġaiḋ a n-Éirinn, noċ do ṡántuiġ sean Gille go díoġraiseaċ, agus ar ar ṡaoṫruiġ se go ró ḋúṫraċdaċ, giḋeaḋ naċ d-táinic leis an obair do ċríoċnuġaḋ ar feaḋ a ṡaoġail féin.

Do h-orduiġeaḋ fós a g-cóiṁṫionol Caisil, go g-caiṫfiḋ aifrinn beiṫ ḋa ráḋ ar son na n-daoine fuair bás maille le faoisidin ṁaiṫ; agus go g-caiṫfiḋ an treas cuid do ṁaoin ṡaoġalta gaċ aoin duine do ḋul ċum cosduis a aḋluicṫe; nó an leaṫ, da b-fuiġeaḋ se bás gan sliocḋ ḟágbáil na ḋiaiġ. Do riñeaḋ ar an ócáid ċéadna dlíġṫe eile a d-taoḃ an ṗosda, agus an baisdiġ, agus neiṫeañ eile don t-sórt sin.

Ní raiḃ cóṁarba Ṗadruig, dar b'ainm Giolla Mac Liaiġ, a láṫair ag an g-cóṁḋáil so; mar toirmeasgaḋ é le laige corporḋa agus le na aois ṁóir. Acṫ ṫáinic sé a n-aiṅċis ríġ Henri go baile Áṫa-cliaṫ, agus añsin d'aontuiġ sé do gaċ ule ní dar rineaḋ añsa g-Cóṁḋail i g-Caisiol.

Ba é Críosdaiġe O Conairce, easbog Leasa Móir, an fear do riaġluiġ añsa g-Cóiṁṫionol so, do ḃríġ go m-ba é leag-

aid an ṗápa a n-Eiriñ an tan sin. Ba é trear léagáid iomorro d'a raiḃ a riaṁ a n-Eiriñ; sean Gille an céad fear, Maoilṡeaċluiñ Ua Morgair an dara, Críosdaiġe so an trear. Do sgríoḃ Críosdaiġe agus na h-easboig eile do ḃí ar an láṫair ag an g-cóṁḋail, litir ċum an ṗápa Aileacsandair san am g-céadna, ag aiṫris dó an droċstáid ioña raḃadar na h-Eirioñaiġ, gan aire ar biṫ do ḃeiṫ aca ar Dia, ar ċreidioṁ, ná ar an eaglais. Do sgríoḃ an pápa ċuca ṫar n-ais, ag ráḋ, go raiḃ luaṫġáire ró ṁór air, do ḃríġ go raḃadar anois ar ṡliġe leasaiġṫe, le teaċt faoi ríġ breáġ Catoilice mar an dara Henri, do ḃí ró úrlaṁ ċum na deaċmuiḋ do ċosnaṁ dóiḃ, agus mórán eile priṁléidiġe móra mar an g-céadna. Agus fós do ṫug an pápa orduġaḋ dóiḃ, duine ar biṫ, beug nó mór, ísiol nó uasal, naċ úṁloċaḋ do réiṁeas ríġ Sacsan, do ṁalluġaḋ agus do ċur amaċ as a g-comaoin.

---

## An seiseaḋ caibidil déug.

### Traċtas ar an staid ioña raiḃ Éire faoi Sacsain agus an Róiṁ.

Tar éisi na neiṫeaḋsa, do ṫosuiġ cúṁaċt na n-Anglo-Norman ḃeiṫ ag dul ar

aġaiḋ a neart ameasg na n-Gaoḋal gaċ aon lá; mar do ḃí ag teaċt anall a g-cóṁnuiḋe luċt socruiġṫe nua gan áirioṁ ó Ṡacsona, ag santuġaḋ, ag iarruiḋ, agus ag fáġail dóiḃ féin fearañ, agus tíġṫeaḋ, agus ceañꝯs, agus caisléan, agus áirnéis, agus creaċa agus seilḃe do gaċ aon ṡórt a n-Eiriñ. Ṫáinic leó mar an g-céadna, lé cungnaṁ an Ṗápa, Sacsonaiġ do ċur añsna garmaiḃ do ḃ'feárr añsa ríoġaċd, mar do ḃí na príṁ-easbogoideaċta, na beaṫa eagluise ba saiḋḃre, agus onóraċa eile na leiṫíde sin. Ioñus gur ṫosuiġ ó'n uair sin amaċ fine na Sacsonaċ ar ḃuaiḋ d-fáġail, agus dí féin do ṡealḃuġaḋ gaċ uile oifig ba ṁó a g-cúṁaċt agus a d-tairḃe san eaglais Gaoiḋealaċ.

Aċt go deiṁin, da n-abramaoid an sgéul fíriñeaċ, ní h-iad na Sacsonaiġ na daoine d'ioñsuiġ Éire lé h-argain, agus lé losgaḋ, agus lé droiċ-ġníoṁarṫa eile san am sin, aċt ba h-iad na h-Anglo-Normain an cineaḋ do ḃí cioñtaċ leó. Mar d'ioñsaiġ na Normain seo Sacsona ar d-tús, rugadar buaiḋ ar na Sacsonaiḃ, agus na diaiġ sin ṫriallaḋar anall go h-Eirinn lé na sluaiġṫiḃ, do réir mar a n-duḃramar ṡuas. Aċd ar son go ḃ-fuil na Normain a Sacsona, (ar a d-tugṫar Anglo-Normain) na Sagsonaiġ, agus cuid dona Ḃreaṫnaċaiḃ, ar na g-cumascaḋ

aniú lé na ċeile an̄ aon b-pobal aṁáin, a deirtear go coitċion̄, go m-ba h-iad na Sacsonaiġ (giḋeaḋ naċ b-fuil an sgéul so ro ḋíreaċ) do ḃí ag tabairt ionsaiġe ar Eirin̄ an̄sa dara h-aois déag.

Cib é ar biṫ an t-ainm is cóir do ṫabairt orra, as cin̄te go raiḃ ḋíṁeas ṁór aca san am sin do ṁuin̄tir na h-Eirean̄; agus ba é an t-áḋbar sin, mar do ṁeasadar iad do ḃeiṫ na n-Eiricigiḃ, agus taoḃ amuiġ don eaglais ḟírin̄eaċ, do ċion̄ nar leig-eadar na Gaoḋail áirdréiṁeas na cúṁaċt ar biṫ do ḃeiṫ ag an b-pápa ós a g-cion̄ an̄sa t-seanaimsir. Agus d-fuaṫaiġeadar na h-eaċtran̄aiġ so cóṁ-mor agus sin iad, gur ṁeasadar easboig féin agus manaiġ na n-Anglo-Nortman, nar ṗeacaḋ ar biṫ dóiḃ Eirion̄aċ do ṁarḃaḋ.

Do ḃí dúil ṁór iomorro ag na h-Anglo-Nortmanaiḃ Eire do líonaḋ do ḋaoiniḃ ḃeiḋeaḋ na n-íoċdaranaiḃ dílesa leis an b-pápa, agus lé ríġ Ṡagsan. Agus ar an áḋbar sin do ṫosuiġeadar ar iomad do ṁonaistreaċaiḃ ro óirdeirce do ṫógḃáil an̄sa tír, ion̄ar ḟocruiġ siad manaiġ gan tuairisg ó Ṡagsain; ag déanaṁ dliġṫeaḋ san am céadna gan aon-duine dona h-Eirion̄ċaiḃ do leigean a n-gairm ar biṫ díob so, aċt a muin̄tir féin aṁáin.

Do rigneadar dliġṫe eile mar an g-céadna 'na g-cóṁḋalaiḃ a g-Cille-

Cainiġ, agus a n-ion̄adaiḃ eile, anaġaiḋ gnás na n-Gaoḋal uile, ag toirmeasg a n-daoine gan aonduine dona h-Eirion̄ċaiḃ do ṗósaḋ, na a g-clan̄ do ṫaḃairt ar altrom ċuca, na gan leigin dóiḃ a n-airnéis do ċur ar ingilt ar na fearan̄aiḃ do ḃí a seilḃ le duine ar biṫ dona Sagsonaiḃ, ⁊c. Ṫug an papa a ṫoil dona dlíġṫiḃ so uile, agus do ċóiṁneartuiġeaḋ iad ris na h-easbogaiḃ do h-orduiġeaḋ le na úġdarrás nuaḋsan a n-Éirin̄.

Do fuagraḋ an teanga Gaoiḋeilge go speisialta do ċur ar g-cúl ris na seanḃ-fóġantuiḋiḃ Sagsonaċa so an ṗápa, agus do cuirtí cáin ṁór ar ḋuine ar biṫ do ṫeagasgfaḋ í an áit ar biṫ ion̄a raiḃ cúṁaċt ag na h-Anglo-Nortmanaiḃ, no mar a deirṫear go coitċion̄, ag na Sagsonaiḃ. Agus go deiṁin tig lin̄ a ráḋ naċ raiḃ claonaḋ ró ṁór ag eaglais na Róiṁe a n-am ar biṫ a riaṁ níos mó na aniú, ċum úsáide na stuidéir na Gaoiḋeilge do ṁeisniuġaḋ na do ċur ar aġaiḋ ameasg na n-Eirion̄aċ, mar do ḃí sí ro ṫíorṫaṁail dí, agus ṫaitin leiṫi ar an aḋḃar sin an Saigsḃearla níos fearr.

Ag aṁarc ar na neiṫiḃ 'tá curṫa síos an̄so, féadan̄ tu a ráḋ, a léiġṫeoir, go cin̄te, idir na pápaiḋe agus na Sagsonaiġ, gur garda do congḃaḋ síos an̄sna h-aimsiriḃ sin daoine na h-Eirion̄.

## An seaċtṁaḋ caibidil déag.

### Ṫráċtas ar ċogaḋ Eaḋḃairḋ Ḃraosa, ⁊c.

Ar an áḋḃar sin, ar m-beiṫ dona Gaoḋalaiḃ san droċ-ṡtáid do ċonncamar ṡuas, fá ḋaoirse agus fá leaṫtrom óna náiṁdiḃ Anglo-Normanaċa, do ḃí soc-raiġṫe ann a d-tír, níor ḃ'iongnaḋ go n-éireoċaidís suas go minic ċum cogṫa na n-aġaiḋ, agus a n-díṫċioll do ḋéanaṁ ċum a g-cuing do ṫeilgean díoḃ féin. Acht níor ḃ-féidir leó mórán gnóṫuġaḋ do ḋéanaṁ anaġaiḋ na g-cúṁacht cóiṁċean-gailte Ṡagsan agus na Róiṁe; go speis-ialta mar do ḃí préaláidiġe a n-eaglaise féin cóṁ-mor sin faoi ċúṁacht na n-all-ṁurać, ionnus nać d-tiucfaḋ leó ċunġnaṁ a nós ar biṫ a náiṁdiḃ do ḃí tairgsin a réimeas do scrios a n-Eirinn. Nó da m-beiḋeaḋ beagán dona h-easbogaiḃ seo ag meisniuġaḋ ar uairiḃ cúis na n-Eir-ionnaċ le na g-cuideaḋ, is cinnte go raiḃ an ċuid ba ṁó díob a g-cúṁacht agus a neart ar ṫaoḃ na Sacsonaċ. Is annsin iomorro do ḃí a g-cóṁnuiḋe na h-easbuig do fuair a n-oifigiḋe le cunġnaṁ na Róiṁe.

San m-bliaḋain míle, trí céad, agus cúig bliadna déug d'aois Ċríosd, ṫáinic Eaḋḃard do Ḃraosa anall ó Albain go

h-Éirinn, ar ḃ-fáġail cuireaḋ dó ó ċuid dona h-Éirionċaiḃ, ċum cinnḟéadna agus treóruiḋe do ḋéanaṁ ḋe anaġaiḋ na Sagsonaċ. Agus do ġoireadar a luċt leannaṁna ríġ na h-Éireann de a n-Dun-dealgan, a n-dóṫċus go n-dibreóċaḋ sé a naṁuid uile as an d-tír.

Aċd ar m-breaṫnuġaḋ ḋóiḃ naċ m-biaiḋ an papa (da'r ḃ'ainm an dara Eoin ar ḟiċid) ró ṡásta ar na h-imṫeaċtaiḃ seo anaġaiḋ Sagsan, do sgríoḃadar ċuige litir úṁal ṗóġmórac, ag foillsiuġaḋ ḋó aḋḃair a n-gníoṁarṫa. "Do ḃamar," ar siad, "ró ṡona agus ró ṡeanṁar; annsan am do ċuaiḋ ṫart, faoi ḋíne ḟada ṁórḋa ríġṫeaḋ d'ar g-cuid féin, no gur ḋreaċ do ṡinnsearsa, an Papa Adrian sinn d'ar g-ceartaiḃ ríoġḋa, agus ṫug suas sinn ċum beiṫ d'ar n-iṫe ag na sionnċaiḃ glice cealgaċa agus ag na madraiġiḃ allta cíocraċa so, muinntir Sacsan: agus ó'n uair sin a leiṫ atámaoid ar na slad-ṁarḃaḋ 'nar míltiḃ, tiomáinte ó ar ḃ-fearannaiḃ, ċum cóṁnuiḋe do ḋéanaṁ ar na sléiḃtiḃ, a b-pollaiḃ, a g-coilltiḃ, agus a m-bogaiġiḃ, agus fós annsin faoi gaċ uile sort míoṫrócaire agus trom-ḋoilġeasa. So é an staid ṫruaiġleanta ionnar ċuir Papa na Róiṁe, lé na bulla don dara Henri ár n-daoine."

Giḋeaḋ ní éisdfeaḋ an Papa lé mío-

náireaċd ar biṫ do'n t-sórt lér ṁeas sé na h-Éirionnaiġ do ḃeiṫ ciontaċ, ag toġaḋ fear le ḃeiṫ na ríġ ós a g-cionn, gan a ċead féin d'ḟaġail na d'iarruiḋ. Agus ar an áḋḃar sin do ċuir sé orduġaḋ uaḋ go h-airdeasboġaiḃ Áṫa-cliaṫ agus Caisil, Eadḃard Bruos agus a luċt leanaṁna do ṁalluġaḋ le clog, leaḃar, agus coinneal; agus an níḋ céadna do ḋéanaṁ le gaċ uile naṁad eile da d-troidfeaḋ anaġaiḋ ríġ Sagsan.

Fa ḋeoiġ do marḃaḋ Eadḃard Bruos, agus do sgaoileaḋ ar a ṁuintir a g-caṫ croḋa, laiṁ ré Dun-dealgan, san m-bliaḋain d'aois ár d-Tiġearna, míle, trí ċéad, agus oċt m-bliadna déag: go naċar fagḃaḋ áḋḃar ċoguiḋ ar biṫ ag na Gaoḋalaiḃ lér ḃ-féidir ḋóiḃ éirġe suas níos mo anaġaiḋ Sacsan arís ar feaḋ na h-aoise céadna.

Uime sin, ó ṫosuiġ a ċúṁaċt a n-Éirinn go h-am aiṫleasaiġṫe na h-eaglaise agus an ċreidiṁ annsna h-oileanaiḃ seo annsa seiseaḋ aois déag, níor ṫaisbéan an pápa mórán cinealtuis a n-am ar biṫ ar ṫaoḃ na n-Éirionnaċ. Do ḃ'ḟearr leis ḃeiṫ ag cuidiuġaḋ ris na Sacsonaiḃ ċum iad do ṁúċaḋ agus do ṁilleaḋ: mar is aṁluiḋ is mó do fuair sé tairḃe da ċúis féin, caiḋreaṁ agus cáirdeas do ċongḃáil suas le na daoiniḃ ba neartṁaire san

áird seo don doṁan, ioñus go d-tiucfaḋ leis a g-cúṁaċt bríoġṁar do ḃeiṫ aige mar ḃeiḋeaḋ riaċdanaċ ó am go h-am.

---

## An t-oċtṁaḋ caibidil déag.

### Ar an aisdriuġaḋ do riñeaḋ a neiṫiḃ spioradalta faoi an t-oċtṁaḋ Henri.

Is mar sin do ċuaiḋ neiṫe ar aġaiḋ go réiṁeas an t-oċtṁaḋ Henri, agus an eascairdeas géur sin d'éiriġ suas eidir eisean agus an Pápa, noċ do ḃí fá ḋeoiġ na ádḃar ar an tionsgnaḋ aṫruġaḋ mór do ḋéanaṁ a d-taoḃ na neiṫeañ do ḃain leis an g-creidioṁ a n-eaglaisiḃ na n-oileán Breaṫnaċse. Óir cóṁ-luaṫ as ċoncus do'n ṗápa naċ d-tiucfaḋ leis cunġnaṁ Ṡagson do ḃeiṫ aige níos faide ċum na n-Éirioñaċ do ċongḃail síos, agus cíos d'fáġail uaṫa, do smuain sé naċ m-biaiḋ níḋ ar biṫ níos fearr dá ċúis, ná cunġnaṁ na n-Éirioñaċ do ḃeiṫ leis, dá m-b' ḟéidir é, anaġaiḋ Ṡacson, ó ṡin amaċ. Agus ar a ṡon sin atá eaglais na Róiṁe, ó'n lá sin gus an lá aniú, ag bladar agus ag meallaḋ luċt na h-Éirioñ le sgeultaiḃ bréaga fá ċairdeas agus fá ċaidreaṁ eidir í féin agus a n-aiṫreaċa dá ṁair añsa t-seanaimsir, ioñus go m-beiḋeaḋ

cunġnaṁ éiġin aici san ran̄ so do'n doṁan ċum Sacsan̄ do ḃuaiḋreaḋ.

Do ḃí an t-oċtṁaḋ Henri seo na ḋroċ-ḋuine ṁallṫuiġṫe ċruadalaċ, borb a ḃ-foirḟéigion, agus úrlaṁ ċum sáruiġṫe, naċar ṫaisbéan trócaire d'ḟear ar biṫ a n-am a ḃíoḋ fearg air, agus naċar ċoigil bean ar biṫ do ṡántuiġ sé ċum ainṁian a ċolla do riaraḋ. Dá réir sin is follas naċ raiḃ sé na ċara fíorġlan d'aiṫleasuġaḋ a g-creidiom no a n-eaglais ar ċor ar biṫ. Níor raiḃ go dearḃṫa. Aċt do rine sé mórán urċóide ⁊ díoġḃála do'n ċreidioṁ fírinneaċ le na ḋroiċġníoṁarṫa, agus le cur pionuis ar na daoiniḃ aga raiḃ an meas ba ṁó faoi na ċóṁair. Níor ḃú pro-tastunaċ ceart é go deiṁin, aċt síor-ḃuaiḋeartóir mór do ṗrotastunaiḃ ċráiḃ-ṫeaċa. Do ċaiṫ sé a ḃeaṫa, agus do ḟuair sé bás, a g-comaoin Róṁanaċ, gan̄ aoin-ní dá ḃain ris a g-creideaṁsan do ṫeilgin uaḋ, aċt árdċúṁaċt an ṗápa, noċ do ḃac a ġnóṫaiġe ṡaoġalta agus a ṗriṁléidiġe féin, agus do ḃí cur toir-misg ar ḟíoṫċáin agus ar ḟéun a ríoġaċta. An fead do ċroċaḋ sé cuid d'a ṁoḋsanaiḃ mur ġeall ar áirdċeannas an ṗápa do ċosnaṁ, do losgaḋ sé cuid eile díoḃ san am ċéadna ar son fírinne bríoġaisdriġṫe an aráin agus an ḟíona a Suipéar an Tíġearna do ṡéanaḋ.

Do ḃí an Papa (d'ar ḃ'ainm an trioṁaḋ Pól) ċóṁ feargaċ agus sin le Henri, mur ġeall ar a ċúṁaċt agus a ṫairbe do ṁilleaḋ aṅsna tíorṫaiḃ seo, ioṅus gur ċuir se litreaċa uaḋ, ag bagairt agus ag fuagra neiṫeaṅ uaṫḃasaċa air, da ṁalluġaḋ, da ċoiṅealḃaṫaḋ, ⁊ da ṫaḃairt suas, mar a deir sé, "do ḋamnuġaḋ ṡiorruiḋe:" ag orduġaḋ fós do luċt a ríoġaċta féin éirġe suas agus cogaḋ do ḋéanaṁ na aġaiḋ, ⁊c. Giḋeaḋ níor ṫug na h-Eirioṅaiġ na mallaċta so go mór d'a n-aire: agus ní raiḃ aondúine dona sean-ríġṫiḃ Sacsonaċa is mó da d-tugadar géilleaḋ agus fóġṁór na do'n Henri céadna coiṅealḃaite seo.

Ameasg na n-daoine do h-orduiġeaḋ ċum na n-áirdċéimean a n-eaglais na h-Éirioṅ ar feaḋ réimeas an ríġ so, do ḃí dream aca na ḃ-fearaiḃ maiṫe craiḃṫeaċa, do ḃí toilteanaċ go leór aiṫleasuġaḋ do ṫaḃairt isteaċ a neiṫiḃ do ḃain ris an g-creideaṁ agus ré córuġaḋ na m-bésas ameasg na n-daoine: mar do ḃí Seórsa Brún, áirdeasbog Áṫa-cliaṫ, noċ do ṡaoṫruiġ go dúṫraċdaċ lé mórán bliadna ċum focail Dé do ṫeagasg do'n ṗobal. D'orduiġeaḋ mar an g-céadna a n-aimsior an seisead Eadḃaird, mic an oċtṁaḋ Henri, easboig proiteastunaiġ dó ċuid dona fairciḃ a

n-Éiriñ ṫarla beiṫ folaṁ ar feaḋ a réiṁse. Agus da réir sin, an tan do ġaḃ a ḋeirḃsiur, an ríoġan Maire, (in-ġean do'n oċtṁaḋ Henri) ceannus na ríoġaċta a n-diaiġ bais Eadbaird, do ḃadar ceaṫrar nó cúigear dona h-easbogaiḃ seo a n-Éiriñ, do lean agus do ṡeanmóir an creidiom aiṫleasaiġṫe. Aċt mar do ḃí Maire ró úṁal d'aindċeañas an Pápa, is gearr go d-tug sí fá deara iad do ḋíbirt as a n-áitiḃ, agus daoine eile beiḋeaḋ ní ba ċairdeaṁla do ṗápa na Róiṁe, do ċur asteaċ 'na n-ionadaiḃ.

---

## An naoṁaḋ caibidil déag.

Ar an móḋ ar cuireaḋ ar bun Aiṫleasuġaḋ na h-eaglaise faoi an m-bainríoġan Elisebet.

Agus mar sin, an tan do rinneaḋ bainríoġan d'Elisebet, san m-bliaḋain míle, cúig céad, agus oċt m-bliaḋna déug ar da ḟiċid, do ḃadar easboig Éireañ uile a g-comaoin le h-eaglais na Róiṁe, agus úṁal do riaġail an Pápa. Aċt san dara bliaḋain d'a réiṁeas, ar d-teagṁail dona h-easbogaiḃ seo ar a ċéile a g-cóṁairle a n-Áṫ-cliaṫ maille le h-uaislib eile na h-Éireañ, ċum dliġṫeaḋ do ḋéanaṁ ar son

maiṫeasa na h-eaglaise agus na ríoġaċda go coitċioñ, do réiḋiġeadar uile lé céile ar an g-creideaṁ aiṫlearaiġṫe do ṫoġaḋ, agus árdċúṁaċt agus cuiñg an ṗápa do ṫeilgean uaṫa: aċt dá ṗréalaiḋ aṁain, naċ d-tréigfeaḋ cúis easboig na Róiṁe ar aon dáil.

Ba h-iad an dís seo Uilliam Breaṫnaċ, easbog na Miḋe, agus Tomás Leiṁeanos, easbog Ċille Dara. Do díbreaḋ Breaṫnaċ as an ríoġaċd, mar do bí sé anurċóideaċ ioña ċaint, ag labairt go borb anaġaiḋ aiṫlearaiġṫe na h-eaglaise, an aġaiḋ leabar na h-urnaiḋe cóṁċoitċiñe, agus anaġaiḋ na ríoġna féin. Ċuaiḋ sé na ḋiaiġ sin taob ṫall do'n ḟairrge, agus fuair sé bás a seal aimsire sa Spáin. Aċt tar éis Leiṁeanos do ċur as a beaṫa, do ḟaoṫruiġ sé a aran ag múnaḋ sgóile a Luimneaċ.

Ba h-iad so an dá easbog aṁáin do cuireaḋ as a n-easbogoideaċtaib a n-tan do cuireaḋ ar bun aiṫlearuġaḋ na h-eagluise agus an ċreidiṁ a n-Éiriñ, sa m-bliaḋain d'aois Ċríost, míle, cúig céad, agus trí fiċid. Agus fós ní rabadar, ċum labairt go ceart, na n-easbogaib ḋlisṫiñeaċa do ċeallṗortaib ar biṫ a n-Éiriñ, aċt do saṫaḋ asteaċ ioña g-caiṫreaċaib go h-aindliġṫeaċ iad leis an ríoġan Maire, an feaḋ do badar easboig

dlisdineaċa na g-ceallṗort sin ar ṁar-ṫainn, bíoḋ gur ċaill siad a n-oifige saoġalta, agus gur sgaraḋ iad le neart ó na g-caoiriḃ, mar ġeall ar ṁnáiḃ pósda do ḃeiṫ aca, mar do leigeaḋ dóiḃ le h-úġdarras na n-easbol naoṁṫa.

D'ḟanadar easboig Éirionn uile a sealḃ a g-caṫraċ acd an dís so, ag congḃail suas lorg dlisdeanaċ na n-easbog Gaoiḋ-ealaċ a n-diaiġ a ċeile a n-Eaglais aiṫ-leasaiġṫe na h-Éirionn, ionna b-fuil an lorg céadna ar marṫuinn agus da leanṁuin ó ṡin aleiṫ. Dala an luirg eile atá aniú annsa tíre, na n-easbog Róṁanaċ, (da n-goirṫear go coiṫċionn agus go h-eamaid-eaċ, "easboig Catoilice na h-Éireann") níor ṫosuiġ an lorg sin go ceann mórán bliaḋan a n-diaiġ na h-aimsire ar a scríoḃmaoid annsa g-caibidilse.

Iar d-teilgean uaṫa cuinge an Ṗapa d'easbogaiḃ na h-Éirionn, is fíor gur orduiġ sé, agus gur ċuir sé anall ó'n Róiṁ easbuig éigin eile, duine nó beirt, ó am go h-am, cum a ċúise do ċongḃail suas, agus a ġnóṫaiḋe do ċur ar aġaiḋ amearg na n-Gaoiḋeal. Ní ċum an t-soisg-éil do ḟeanmóruġaḋ, ní ċum na h-eaglaise do riaġluġaḋ mar ṗréalaidiġiḃ Críosd-aiġe do ṫainic siad go h-Éirinn, aċt ċum coġṫa do ḋéanaṁ anaġaiḋ úġdarrais dlisdeanaiġ, agus na daoine do ḃrosduġaḋ

ċum ceannairce leis na riaġluġṫeóiriḃ do ċuir Dia ós a g-cionn; ag aiṫriseaḋ dóiḃ go d-tiúḃraḋ riġ na Spáine cunġnaṁ dóiḃ an ball, agus go g-cuirfeaḋ sé anall saiġdiuiriġ, agus airm, agus airgiod go leór leó, agus go m-beannóċaḋ an Pápa a n-obair, go saorfaiḋe Éire gan ṁoill ó ċeannas agus ó ċúṁaċt na Sacsonaċ go h-iomlán.

Do ṫuit cuid dona h-easbogaiḃ nuaḋ-Rómánaċa so a g-caṫ, ag troid le sluaiġtiḃ na ríoġna, ⁊ d'fulaing cuid eile díoḃ píonós agus bás ó uaċdaranaiḃ saoġalta na ríoġaċta. Ní raḃadar na ḃ-fír-easbogaiḃ d'áitiḃ ar biṫ a n-Éirinn, mar bí gaċ uile easbogoideaċt Éireannaċ lán dona sean-prealaidiġiḃ, aga raiḃ an ċléir mar an g-céadna agus an pobal san am sin, da leanṁuin go h-úṁal agus go toilteanaċ, mar ba ċóir do Ċríosduiġṫiḃ Caṫoilice, sul ar ṫainic na cuiraiḋ nuaiḋ so. Agus fós níor ḟulaing siad píonós ó dliġṫiḃ ar biṫ, no canonaiḃ, na h-eaglaise aiṫleasuiġṫe, mar ġeall ar a g-creidiom, bíoḋ sé olc, no bíoḋ sé maiṫ; aċt ó ċúṁaċtaiḃ saoġalta, mar ġeall ar a n-droiċ-ngníoṁarṫa, agus ar ċogaḋ do ḋéanaṁ anaġaiḋ na ríoġna Elisabat, maille le naṁadaiḃ deóranta, do ḃí siad ag tabairt anall ċum na tíre.

Ba ṁór tear na feirge do lasaḋ suas

a n-iñtiñ easbuig na Róiṁe (noċ do bí an cúigeaḋ Pius añsan am sin) lé gníoṁar-ṫaiḃ na maiġdine ríoġḋa Elisabet, agus leis an g-cosnaṁ do ṫug sí do'n ċreidioṁ aiṫleasaiġṫe. Ar an áḋḃar sin do ċoiñ-ealḃaiṫ sé í, agus d'fuagair sé mórán breiṫeaṁnus agus mallaċd na h-aġaiḋ. Do bladairiġeaḋ luċt na h-Éirioñ mar an g-céadna lé geallaṁnaiḃ do gaċ uile ṡórt beañaċt agus maiṫfeaċas lé h-éirġe suas a g-cogaḋ agus ṫroid ar son airdċeanais an Ṗápa. Do ċuir sé fós anall ó Éadáill sluaġ bioṫaṁnaċ coitċioñ ċum a ċáirde Gaoḋlaċa do ṁeis-niuġaḋ, agus da g-cuidiuġaḋ añ a g-caṫaiḃ. Is aṁlaiḋ do ċóimċeangail sé na h-Éir-ionaiġ ainḃfiosaċa da ṫaob leis na róguiriḃ salaċa úd, noċ do ċaiṫ a saoġal roiṁe sin ag argoin agus ag dúnṁarḃaḋ na n-daoine cneasda neiṁċioñtaċa do ṫarla beiṫ ag déanaṁ aisdir ar ṡléiḃtiḃ a d-tíre féin, ag taḃairt aire go sioṫċánta da n-gnóṫuiġiḃ dlisdineaċa. Aċt anois ṫug an Pápa maiṫeaṁnas dóiḃ agus a beañ-aċt, ar ċóinġiol go raċfaidís taoḃ ṫall do'n ḃ-fairrge gus an Éiriñ, ċum a ċaṫa do ṫroid añsin, agus creidioṁ na Róiṁe do ċur ar aġaiḋ, ag dortaḋ fola na n-daoine beiḋeaḋ na mosḃanaiḃ ioñruice

lá na ríoġan dliġṫeaċ féin.* Giḋeaḋ do ba díoṁaoin an saoṫarso uile, agus a n-ionad na m-beannaċd do ġeall sé dóiḃ, níor gnóṫuiġeaḋ níḋ ar biṫ le luċt na h-Eirionn, tar éis a ċogaiḋṫe do ċur sios ⁊ do ċríoċnuġaḋ leis na Sacsonaiḃ, aċt gorta ro sgannraċ, boċtaineaċt agus anró, dólas agus aṁgar do gaċ uile ṡórt. Fá ḋeoiġ, timċioll am bais na ríoġna, do fáġḃaḋ an tír a sioṫċáin, míle, sé céad agus aon ḃliaḋain ó ruġaḋ Críosd.

---

## An ḟiċeaḋ caibidil.

Ar ċéad-ṫosuġaḋ na h-Eaglaise nuaḋ-Ro-ṁánaiġ atá aniu a n-Eirinn, faoi an ċéad ríġ Séamus.

Sa m-bliaḋain ċéadna, do ṫosuiġ réiṁeas an ċéad ríġ Ṡéamuis. Annsan am sin, do

---

* Do réir an úġdair ṫasgaṁla, Pilip O'Suileaḃain, prionnsa Béaruiḋe annsa Múṁainn, noċ do ṁair san am sin, agus ḃí na náṁad ġéur do'n ríoġan Eilisbeat, agus ró ḟonnṁar a seirḃís ṗápa na Róiṁe. (Aṁarc "Aṫċoiṁire Staire Caṫoilice na h-Eireann," Tom. 2, leaḃ. 4, caib. 15, duil. 94.)

réir a n-dubramar ṡuas, do ḃadar eas-
boig dlisdineaċa na h-Eirionn uile ar an
g-creidioṁ aiṫlearaiġṫe (nó an níḋ céadna
le ráḋ a b-focloiḃ eile, an ṡean ċreidioṁ
na n-easbol, agus na n-Gaoiḋeal ársaiġe
féin) noċ do ġaḃadar ċuca ar ais arís
ré lin a ríoġna Eilisabat: go saoil-
feaḋ duiṅe go raiḃ cúṁaċt ṗápa na
Róiṁe le beiṫ scriosta anois go h-uile
as an d-tír ar ball. Aċd do ḃí fós le
faġail easbog no ḋó, d'a h-orduiġeaḋ a
g-críoċaiḃ imċiana le na úġdarrás, noċ
do ġaḃ fós ċuca féin anmanna n-eas-
bog Éirinneaċ, a n-dóṫċus go d-tairn-
neoċaiḋe na daoine ó'n g-creideaṁ aiṫ-
learaiġṫe, agus ó ṡean lorg a n-easbog
da m-beiḋeaḋ se riaċdanaċ, ionnus go
d-tiucfaḋ leó mar so eaglais nuaḋ do'n
ċreidioṁ Róṁanaċ do ċumaḋ a n-Eirinn.

Tar éis oċt no deiċ m-bliaḋna ó ṫosuiġ
Séamus a ríġe, ní raiḃ aċt triúr dona
ṗréaláidiġiḃ nuaḋ-Róṁanaċa so ar ṁar-
ṫuinn; agus díoḃ so do ṁair dís a
d-taoḃ eile do'n ṁuir. Timċioll an
bliaḋain míle, sé céud, agus da bliaḋain
déug, iar b-faġail bás do ḋuine acasan,
do h-orduiġeaḋ dís eile ris an b-pápa,
ionnus go raiḃ ceaṫrar aca ar ṁarṫuin
annsin. Do ḃí san am g-céadna pobal
mór do ċléir agus do ḋaoiniḃ a n-Éirinn,
do ċóiṁċeangail iad féin le h-eaglais na

h-Eadaille, noċ do ċóṁairliġ na h-Ior-uisciġe, agus luċt oibre eile na Róiṁe, (cuid aca na n-Gaoḋalaiḃ, ⁊ cuid eile na g-cóigcrioċaiḃ,) iad féin do ḋealuġaḋ ó eaglais aiṫlearaiġṫe na h-Éirioñ, agus comaoin eile nuaḋ-Róṁanaċ do ḋéanaṁ dóiḃ féin, faoi sdiúraiḋeaċt na d-teagasgṫóraċ deóranta so, do ḃí ag saoṫruġaḋ na measg.

Timċioll an ḃliaḋain míle, sé céud, agus ceiṫre bliaḋna déug, do ċuiriodar luċd caraid na Róiṁe do ḃí a n-Éiriñ, cóṁḋala na cléire agus gleis ar aġaiḋ, ċum easboig nuaḋa da g-creidioṁ féin do ṡocruġaḋ an gaċ uile easbogoideaċt da raiḃ añsa tír. Giḋeaḋ mar naċ raiḃ airgiod go leór aca ċum na h-oibre sin do ċur a n-gníoṁ go deiṫnearaċ do réir a mian, do ṡólaṫruiġeadar ar d-tús añ urṁór na suíġeaċan, fir-ioñaid easbog, nó uaċdaráin eaglaise, d'a n-goirṫear biocairiḋe geneárálta, agus maille leósan, sagairt úra ṡúta, ċum an ṗobail do riaġluġaḋ, noċ do ġoideadar lé na meallṫóireaċd ó'n eaglais Éireañaċ.

Is aṁlaiḋ do ṫainic da líñ easbog do ḃeiṫ a n-Éiriñ, mar atá, sean lorg Ṗadruig agus Ċolumb-cille, tugṫa sios óna préalaidiġiḃ Catoilice dlisdeanaċa, (do ċuir an t-aiṫlearuġaḋ ar bun faoi ríoġan Elisabat,) ċum na n-easbog

Proiteastunaċ atá anois a n-Éirinn; agus an ċeann eile, lorg na b-préaláidiġe Ró-ṁánaċ Catoilice, mar a n-goirṫear dóiḃ go coitċionn, do ṫosuiġ a g-críoċaiḃ im-ċiana a d-túis na seaċtṁaḋ aoise déug.

Is cóir a ṫaḃairt fá deara a d-taoḃ Ṁartain Luitéir, ar a n-abarṫar cuid ṁór lé daoiniḃ ainḃfiosaċa a neiṁeólus as áirde, naċ raiḃ sé na easbog, na ṡagart, ná na ḋeócanaċ ar eaglais aiṫleasaiġṫe na h-Éireann: ⁊ níor leag sé a ċos ann sa tír seo ná a Sacsainn a riaṁ; ná níor ṡealḃ sé úġdarrás canonda ar biṫ ar aon ċor ionnar measg.

On g-cuntas ṡuas is follus gur ab í an eaglais aiṫleasaiġṫe aṁáin an t-aon eaglais atá ag leanṁuin go dlisdeanaċ aniú lorg na sean-easbog Éireannaċ do ḋíne na naoṁ Ṗadruig agus Ċoluimb-cille: agus gur socruġaḋ nuáḋ go h-iomlán ann sa tír, níos lúġa ná ḋá ċéad go léiṫ bliaḋain a n-aois, comaoin da n-goirṫear eaglais Rómánaċ Catoilice na h-Éirionn, agus lorg na n-easbog aga b-fuil anois an riaġail ós a g-cionnsan.

B'féidir go m-biaiḋ sé oireaṁnaċ duinn mar an g-céadna a ċur a g-céill do'n léiġṫeoir a d-taoḃ na b-poball Proiteas-tunaċ aiṁreidteaċ ṫigeas ar a ċéile ċum aḋarṫa Dé ar feaḋ na tíre seaċ ó'n eaglais

Éiriñeaċ, gur a g-condae an Dúin, san m-bliadain míle, sé céud, agus aon ḃlia-ḋain déag d'aois Ċríosd, do cuireaḋ ar bun an céad cruinniuġaḋ díoḃ so, le luċt socruiġṫe do ṫáinic fa'n amsoin ó h-Albaiñ. Agus níor ḃ-fada gur ṫángadar ar ḃeiṫ ro iomadaṁail a leiṫid a n-Éiriñ, go speisialta añsa g-cúigeaḋ ṫuaiġ do'n oileansa.

---

Anois a léiġṫeóir, ma fuair tú sásaḋ nó tairḃe ar biṫ ó stuidéar na h-oibre bigesi, ná déan dearmad paidir ċaoin ċróiḋeaṁail d'ofráil suas,

Go d-treoruiġeaḋ agus go leanaḋ grása, trócaire, agus síoṫċáin, ó Dia ar n-Aṫair Neaṁḋa, agus ó'n Tiġearna Iosa Críosd ar Slánuiġṫeóir, agus ó'n Spiorad Naoṁ, tríd an m-beaṫa so, go coróin glóire añsa t-síorruiḋeaċt, an ḃeanuasal ṁaiṫ riaġalta ṁórċróiḋeaċ ḟír-Éireañaċ, agus banoglaċ dílis Dé, Maire J. Alasdrain, (ingean do N. Alasdrain, seal gairid ó ṡoin easbog na Míḋe,) noċ ar son a luċt ċóiṁ-ṫíorṫaċ Gaoiḋeal, agus ċum fais deaġ-eóluis Ċríosdaṁla do leaṫnuġaḋ na mearg, d'ioc an cosdas riaċdanaċ ċum an leaḃarain si do ċur a g-cloḋ, agus d'ullṁuġaḋ ċum a n-usáide ;—

Agus go m-baḋ rannṗairteaċ annsna beannaċtaiḃ céadna Riobard Ua Cionga, peacaċ ró úṁal, noċ do ċnuasaiġ ó ṡean-leaḃraiḃ agus buanċuiṁneaċaiḃ, na neiṫe stairṫaṁla noċ atá lé faġail annsna leaṫ-anaċaiḃ reaṁairiomṫa so;—

Agus Tomas Mac Maṫġaṁna mar an g-céadna, léiġṫeóir Focail Dé, noċ do ṫug an ċeaḋ ċanaṁuin Gaoiḋeilge do'n stair bigse;—

Agus maille leósan gaċ uile duine eile ċabaraiġeas an ċuis ċeadna do ṁéaduġaḋ agus do ċur ar aġaiḋ, agus ġráduiġeas Éire ó ċróiḋe go fíor-ġlan, agus ġuiḋeas Dia ar son a sioċċána agus a raṫaṁnais. Amen.

Críoċ.

